# Clár



SHOLÁTHAR
CHOSTAS ÍSEAL

# AG OBAIR LE CHÉILE

## Ár Misean

Seirbhísí poist, dáileacháin agus airgeadais den scoth ar chaighdeán domhanda le rochtain phobail áitiúil agus naisc dhomhanda nach féidir a shárú a chur ar fáil.

## Ár bhFís

Agus muid ag obair le chéile mar fhoireann aontaithe, is í ár n-aidhm an t-iomaíochas nua atá ann a shárú, seirbhís de cháilíocht níos fearr a sheachadadh, ar bhealach níos éifeachtaí, ar níos mó custaiméirí trí bheith de shíor ag dul in oiriúint, a bheith nuálach agus an t-athrú a chur i bhfeidhm go leanúnach.

# MAR FHOIREANN AONTAITHE

## Ár Luachanna

**Nuáil agus Athrú**
Nuáil agus oiriúnú a chleachtadh go leanúnach, agus athrú a fhorfheidhmiú go rathúil..

**Saoránach Corparáideach Faoi Mheas**
Cúram a dhéanamh den chomhshaol agus a bheith rannpháirteach sa phobal mar shaoránach corparáideach faoi mheas.

**Meas agus Freagracht Phearsanta**
Meas a bheith againn dá chéile agus a glacadh le freagracht phearsanta.

**Seirbhís Custaiméirí d'Ardchaighdeán**
Tús áite a thabhairt don chustaiméir i ngach rud a dheinimid, caighdeán den chéad scoth a sholáthar go seasta.

**Rath Tráchtála**
Ráth tráchtála a bhaint amach, agus brabús a thuilleamh ar mhaithe leis an ngnó a bhuanú agus a fhorbairt.

**Iomaíochas Costais agus Éifeachtúlacht**
Gnó éifeachtúil a rith ar bhonn iomaíoch.

# AN BORD STIÚRTHÓIRÍ AGUS FAISNÉIS CHORPARÁIDEACH

1



2



3



4



**1. John Fitzgerald F.C.C.A.**
**Cathaoirleach – 2,3**
Aois 63
*Ceapadh 1 Márta, 2008*

Tá formhór a shaol oibre caite ag an Uasal Fitzgerald sa rialtas áitiúil, i bpoist shinsireacha éagsúla, lena n-áirítear seal mar Bhainisteoir Cathrach Bhaile Átha Cliath ó 1996 go 2006. Tá sé ina Chathaoirleach faoi láthair ar Ghníomhaireacht Forbartha Ghráinseach Ghormáin agus ar an dá Ghníomhaireachta Athnuachana a bunaíodh i Luimneach tar éis dó tuarascáil a dhéanamh ar fhabhanna eisiaimh shóisialta sa chathair sin don Rialtas. Tá sé ina Chathaoirleach ar an Údarás Náisiúnta Iompair, ina Leas-Chathaoirleach ar InterTradeIreland, agus ina chomhalta ar bhord Fheidhmeannas na Seirbhíse Sláinte.

**2. Patrick Compton**
**Stiúrthóir-Fostaí**
Aois 53
*Ceapadh 1 Samhain, 2008; cúigiú téarma*

Tá sé bliana is tríocha caite ag an Uasal Compton sa tseirbhís phoist agus faoi láthair tá sé ina Chomhordaitheoir Comhpháirtíochta, lonnaithe i Ros Comáin. Bhí sé ina chomhalta d'fheidhmeannas Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide ar feadh dhá bhliain is fiche agus ina uachtarán air i 1986. Tá sé gníomhach i bhforbairt phobail ina cheantar áitiúil agus ina chomhalta de Bhord Leadar an Airgnigh agus de Bhord Forbartha Contae Ros Comáin. Tá sé ina stiúrthóir ar Chuideachta na nDuaisbhannaí Teoranta.

**3. Jerry Condon**
**Stiúrthóir-Fostaí – 2**
Aois 56
*Ceapadh 1 Samhain, 2008; ceathrú téarma*

Thosaigh an tUasal Condon ag obair i 1971 leis an Roinn Poist agus Teileagracha agus bhí sé ag obair mar Chléireach Post-Oifige. Tá sé ina bhall gníomhach de Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide ar feadh a shaoil agus chaith sé trí bliana déag ar fheidhmeannas náisiúnta an cheardchumainn sin.

**4. Donal Connell – C.Eng., F.I.E.I., B.E.**
**Stiúrthóir – 2, 3**
Aois 56
*Ceapadh 14 Lúnasa, 2006*

Ceapadh an tUasal Connell mar Phríomhfheidhmeannach ar an 14 Lúnasa, 2006. Chuir sé tús lena shaol oibre sa Roinn Poist agus Teileagrais agus bhí poist shinsireacha bainistíochta aige in Unitrode Ireland, 3Com Ireland agus Maxtor Ireland mar a raibh sé ina Bhainisteoir Ginearálta sular chuaigh sé isteach in An Post. Tá sé ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach ar Bhord Eorpach Xilinx Corporation agus ar Postbank Ireland Limited. Tá sé ina Chathaoirleach freisin ar Chomhlacht Chrannchur Náisiúnta An Post.

**5. Anne Connolly – B.A., M.B.A.**
**Stiúrthóir – 2**
Aois 56
*Ceapadh 23 Samhain 2007*

Tá Iníon Connolly ag obair faoi láthair mar Stiúrthóir ar an Ageing Well Network, líonra neamhspleách ceannaireachta sna hearnálacha poiblí, príobháideacha agus deonacha. Roimhe seo bhunaigh sí Anne Connolly Consulting Limited, cuideachta comhairliúcháin sa bhainistíocht straitéiseach. Sular chruthaigh sí an chuideachta seo, bhí sí ag obair mar bhainisteoir straitéise le Kingspan plc agus, roimhe sin, ar leibhéal sinsireach bainistíochta sna hearnálacha poiblí agus neamhbhrabúsacha. Roimhe seo bhí sí ar bhoird ICC Bank plc agus APSO agus bhí sí ina cathaoirleach ar Chomhnaidhm na bPobal Síomóin in Éirinn.

**6. Paddy Costello**
**Stiúrthóir-Fostaí**
Aois 61
*Ceapadh 1 Samhain, 2008*

Chuaigh an tUasal Costello isteach in Oifig an Phoist mar Fhear Poist Sóisireach sa bhliain 1964. Rinneadh Fear Poist de i 1966 agus tá sé fostaithe in Oifig Seachadta Fhionnghlais, Baile Átha Cliath 11 le trí bliana agus daichead. Le linn a shaoil oibre, rinne sé ionadaíocht ar son bhaill de Cheardchumann na nOibrithe Cumarside in Oifigí Seachadta i mBaile Átha Cliath. Bhí poist éagsúla aige mar oifigeach craoibhe agus tá sé ag freastal faoi láthair mar Chisteoir ar Chraobh Seachadadh Poist Bhaile Átha Cliath.

**7. Louise English – B.Comm., F.C.A.**
**Stiúrthóir – 1, 2**
Aois 47
*Ceapadh 1 Meitheamh, 2005*

Is cuntasóir í Iníon English ó thaobh gairme, thosaigh sí a saol oibre le PriceWaterhouse agus chuaigh ansin le IBI Corporate Finance. Bhí poist éagsúla aici ansin, ina measc post mar Stiúrthóir Cumasc agus Fála. Is comhalta í d'Institiúid na Stiúrthóirí, agus d'fhreastail sí ar bhoird chuideachtaí éagsúla poiblí agus príobháideacha lena n-áirítear Bord na Móna plc agus Sherry Fitzgerald plc. Tá sí ina cathaoirleach faoi láthair ar Capital Radio Productions Limited (FM104) agus ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach ar St. Vincent's Healthcare Group Limited.

**8. Ciara Hurley – B.B.S., M.B.S. (Banking & Finance), M.S.I.**
**Stiúrthóir – 1**
Aois 44
*Ceapadh 3 Aibreán, 2006*

Tá Iníon Hurley ina Leas-Uachtarán ag Citi Quilter, cuid de Morgan Stanley Smith Barney. Tá níos mó ná fiche bliain de thaithí aici ar bhainistíocht saibhris. Chaith sí seal ag obair le Stocbhróicéirí Goodbody mar Bhainisteoir Sinsir Punann agus le Merrill Lynch International Bank Limited mar Stiúrthóir Infheistíochta. Tá sí ina comhalta den Securities & Investment Institute (Ireland).

5



6



7



8



9



10



11



12



13



14







**9. James Hyland – B.Comm – F.C.A., F.C.I.S., M.C.I.Arb., M.E.W.I.**
**Stiúrthóir – 1**
Aois 74
*Ceapadh 11 Nollaig, 2008; dara téarma*

Is cuntasóir cairte é an tUasal Hyland, a chaith seal mar Leas-Phríomhfheidhmeananch ar Ghrúpa Golden Vale agus a bhí ina Phríomhfheidhmeannach Grúpa ar Youghal Carpets plc. Bhí sé ina Stiúrthóir Bainistíochta ar James Hyland & Company, Cuntasóirí Fóiréinseacha, agus tá sé ina chomhpháirtí ag Hyland Johnson Murray, Cuntasóirí Cairte. Tá sé ina Chathaoirleach nó ina stiúrthóir ar chuideachtaí éagsúla lena n-áirítear Comhlacht Chrannchur Náisiúnta An Post.

**10. Brian McConnell – B.B.S.**
**Stiúrthóir**
Aois 63
*Ceapadh 3 Aibreán, 2006*

Is baincéir é an tUasal McConnell ó thaobh gairme agus tá taithí chuimsitheach aige in Earnáil na Seirbhísí Airgeadais. Bhí sé ina Phríomhfheidhmeannach ar Permanent tsb agus ar Ulster Investment Bank (Baincéireacht Chorparáideach/Airgeadas). Tá sé ar scor anois agus bhí stiúrthóireachtaí aige in institiúidí éagsúla airgeadais lena n-áirítear Irish Life and Permanent Plc agus Ulster Bank Limited. Tá sé ina stiúrthóir ar Postbank Ireland Limited agus ar roinnt de chuideachtaí an AXA Group.

**11. Gerry O'Toole**
**Stiúrthóir-Fostaí – 2**
Aois 47
*Ceapadh 1 Samhain, 2008*

Thosaigh an tUasal O'Toole ag obair sa Roinn Poist agus Teileagrafa i 1980 mar Fhear Poist Sóisir agus ceapadh é an bhliain dar gcionn ina Fhear Poist. I 1989 tugadh ardú céime dó go post mar Oifigeach Cléireachais agus bhí sé ag obair i réimse na Seirbhísí Airgeadais go dtí 1998 nuair a d'aistrigh sé chuig an tAonad TF mar a bhfuil sé faoi láthair ina Speisialtóir Tacaíochta Teicniúil sa Tacaíocht Líonra TF. Bhí sé ina chomhalta de choistí éagsúla craoibhe nó ceardchumainn i rith na mblianta.

**12. John Quinlivan**
**B.Sc. (Mgt. & Law), M.Sc. (Spatial Planning), Dip. in Public Admin,**
**Stiúrthóir – 3**
Aois 71
*Ceapadh 24 Nollaig, 2008; dara téarma*

Bhí saol gairme fada ag an Uasal Quinlivan sa rialtas áitiúil, i bpoist shinsireacha i naoi gcontae, agus cúig bliana déag mar Bhainisteoir Contae Lú san áireamh. Chaith sé cúig bliana mar chomhalta d'Údarás na mBóithre Náisiúnta agus bhí sé ina chomhalta freisin de Bhord Seirbhísí Bainistíochta an Rialtais Áitiúil agus de Bhord Seirbhísí Ríomhaireachta an Rialtais Áitiúil agus An Chomhairle.

**13. Alan Sloane**
**tiúrthóir – Máistir Poist**
Aois 52
*Ceapadh 1 Eanáir, 2007; tríú téarma*

Tá an tUasal Sloane ag obair i siopa grósaera agus in oifig poist a theaghlaigh ó 1976 i leith. Ceapadh é ina mháistir poist ar oifig an phoist Loch Gamhna, Co. an Chabháin i 1979. Tá sé ina Stiúrthóir Bainistíochta freisin ar J.A.S. Limited, gnó déantúsaíochta cuntair slándála, a bhunaigh sé i 1985.

**14. Catherine Woods – B.A. (Econ)**
**Stiúrthóir – 3**
Aois 47
*Ceapadh 4 Feabhra, 2008*

Tá formhór a saol oibre caite ag Iníon Woods i Londain san earnáil airgeadais. Tá taithí leitheadach aici ar chumas agus fálta agus ar stocbhróicéireacht ón seacht mbliana déag a chaith sí mar Leas-Uachtarán le JP Morgan. I measc na sainorduithe a bhí aici bhí athchaipitliú mhargadh Árachais Lloyd's of London agus athphríobháidiú na mbancanna Lochlannacha. Ó d'fhill sí ar Éirinn, bhí sí ar Phainéal Achomhairc na Cumarsáide Leictreonaí ó 2004 go 2007, ag baráiliú faoi achomhairc i gcoinne cinntí a rinne ComReg.

**Rúnaí**
Michael Tyndall

**Oifig Chláraithe**
Ard-Oifig an Phoist
Sráid Uí Chonaill
Baile Átha Cliath 1

**Inniúchóir:**
KPMG, Cuntasóirí Cairte

**Baincéirí**
Banc na hÉireann

**Aturnaetha**
Matheson Ormsby Prentice

**Gluais do Choistí an Bhoird:**
1. Inniúchadh agus Slándáil
2. Pearsanra
3. Luach Saothair

# IS FÉIDIR LEIS AN POST DUL SAN IOMAÍOCHT AGUS BUACHAINT AR BHONN CAIGHDEÁIN,

Is é an bunchuspóir atá againn ná tús áite a bhaint amach mar sholáthraí seirbhíse d'ardchaighdeán, le costais ísle, ar mhaithe le tacaíocht an bhonn custaiméirí, a mbeidh rogha níos mó ar fáil acu ó iomaitheoirí nua, a ghnóthú agus a choinneáil.

**John Fitzgerald**
**Cathaoirleach**



# COSTAIS AGUS NUÁLA

# TUARASCÁIL AN CHATHAOIRLIGH

**Bhí timpeallacht achrannach eacnamaíochta ann d'oibritheoirí náisiúnta poist i 2009. Chuaigh An Post i dtaithí go mear ar na cúinsí dúshlánacha seo áfach agus d'éirigh leis brabús oibriúcháin a dhéanamh. Tá sé taispeánta ag an gcuideachta go bhfuil sí in ann feidhmiú go maith in ainneoin deacrachtaí agus dúshláin gnó. Tháinig meath mór ar mhéid an phoist traidisiúnta, ach bhí sé sin maollaithe ag ardú in ioncam miondíola. Sa bhliain 2009, tháinig meath mór ar mhéid an phoist traidisiúnta, ach bhí sé sin maolaithe beagán ag an teacht aniar in ioncam miondíola. Tá obair shuntasach ullmhúcháin déanta cheana féin ag An Post don liobrálú iomlán a dhéanfar ar an margadh poist i 2011. Ba mhór an chabhair é sin dúinn i mbliain a bhí chomh deacair. Cruthaíonn an meath i méid an phoist agus an oscailt atá le déanamh ar an margadh, dúshláin agus deiseanna ar leith. Éiríonn linn dul i ngleic leo seo le nuáil rathúil i dtáirgí agus i seirbhísí ar fud an ghnó, laghduithe i gcostaisí, feabhsú ar chaighdeán na seirbhíse agus éifeachtúlacht bhreisithe inár n-oibríochtaí go léir.**

Ghnóthaigh muid de bharr fheidhmíocht mheasartha láidir i seirbhísí miondíola agus tá an-chumas fáis iontu seo sna blianta atá romhainn. Bheartaigh comhscairshealbhóirí Postbank éirí as trádáil ag deireadh na bliana 2010 le déanaí. Rinneadh an cinneadh seo i gcomhthéacs na gcúinsí deacra reatha sa mhargadh agus tar éis mionainilís a dhéanamh ar an gcumas don todhchaí.

Is é an bunchuspóir atá againn tús áite a bhaint amach mar sholáthraí seirbhíse d'ardchaighdeán, le costais ísle, ar mhaithe le tacaíocht an bhonn custaiméirí, a mbeidh rogha níos mó ar fáil acu ó iomaitheoirí nua, a ghnóthú agus a choinneáil. Táimid ag tabhairt faoin sprioc seo le sraith tionscadal rathúla, a chuimsíonn gach gné d'oibriúcháin agus de ghníomhaíochtaí na Cuideachta.

**Dírithe ar an Gcustaiméir agus Iomaíoch**

Tá dúshláin mhóra ann do An Post sna blianta atá romhainn agus tá an todhchaí neamhchinnte i gcónaí agus méideanna poist ag titim anseo agus in áiteanna eile ar fud an domhain, cé go bhfuil sé ag tarlú ag ráta níos isle ná mar a bhí i 2009. Measaim, áfach go bhfuil an-deiseanna ann don ghnó dár bhfoireann agus dár gcustaiméirí agus nuachóireáil á dhéanamh againn, agus muid ag díriú níos mó ar an gcustaiméir agus ar a bheith níos éifeachtúla.

**Ní mór dúinn ár n-ionad i ngnó na bpacáistí agus na mbeartán, ina bhfuil an iomaíocht ag méadú i gcónaí, a choinneáil agus a fhorbairt mar go bhfuil an-deis fáis ann in Éirinn agus thar lear.**

Beidh an cur chuige seo ina bhunchloch dá n-inniúlacht chun an oibleagáid seirbhíse uilíche, atá fíorthábhachtachtach, a sholáthar ar fud na tíre, cúig lá sa tseachtain. Tá ionad á fhorbairt go leanúnach againn i roinnt margaí cúntacha, tá ár bhfochuideachta Air Business mar shampla, dáilitheoir d'fhoilsitheoirí agus do chliantaí poist dhírigh, anois ina sholáthróir tábhachtach seirbhísí poist d'ardchaighdeán i margadh na Ríocht Aontaithe, atá liobrálaithe go hiomlán anois agus thar a bheith iomaíoch.

Tá brabús á thuairisciú againn go leanúnach anois le cúig bliana. Tá ár dtairiscint seirbhíse feabhsaithe againn chomh maith le hilghnéitheacht ár réimse táirgí. Tá an nuachóiriú ag dul chun cinn - trí éifeachtúlacht agus caighdeán níor fearr a sholáthar. Cé go bhfuil siad faoi bhrú, táimid cinnte, le cabhair leanúnach na foirne, go mbainfimid ár gcuid spriocanna straitéiseacha amach.

**Ceangaltais Pinsin**
Laghdaíodh an t-easnamh cuntasaíochta FRS17 sna scéimeanna pinsin go €403m, i gcomparáid le €582m an bhliain roimhe sin. Ach, mar atá le formhór na gcistí le sochar sainithe pinsin, ná shásaíonn scéimeanna An Post na Bunriachtanais Maoinithe a éilíonn an Bord Pinsean. Is mór an dúshlán é seo don Chuideachta agus dá cuid fostaithe. Tá próiseas pártíochta ar bun le hionadaithe na bhfostaithe. Tá sé beartaithe plean comhaontaithe a fhorbairt chun dul i ngleic leis na riachtanais seo agus iad a cur faoi bhráid Bhord na bPinsean faoi dheireadh na bliana 2010.

**Forfheidhmiú na gCód Poist**

## Beidh ról lárnach ag An Post i bpleanáil agus i bhfeidhmiú na gCód Poist.

Éascóidh córas na gCód Poist Caighdeán na Seirbhíse go leanúnach agus cabhróidh sé linn ár sprioc, seachadadh 94% de phost intire an chéad lá eile a bhaint amach. Beidh sochair éagsúla le baint chomh maith ag gnólachtaí agus custaiméirí araon as an bhforbairt seo.

**Ag Freastal ar Ghnónna agus ar Phobail**
Tá sainordú dúbailte ag an gCuideachta: ordú tráchtála agus oibleagáid seirbhíbhe do ghnólachtaí agus do phobail ar fud an Stáit. Tá muinín na gcustaiméirí tuillte againn le blianta anuas agus déanfaimid ár ndícheall an mhuinín sin a choimeád. Beidh rath na todhchaí bunaithe ar ár gcroíluachanna agus ciallaíonn sé sin go méadófar an bhéim ar ár gcustaiméirí, ar rialú costas agus ar phróiseas agus ar chumas bainistíochta, chomh maith le nuáil a chothú ar fud na Cuideachta.

**Feabhsú na hÉifeachtúlachta**
Tá brabúis oibriúcháin á dtuairiciú againn anois go leanúnach le cúig bliana. Is fada an t-achar atá curtha dínn againn i rith na mblianta sin. Tá ár nuachóiriú ag dul chun cinn - trí éifeachtúlacht níos mó agus caighdeáin níos fearr a sholáthar. Cé go bhfuil ár gcuid spriocanna an-dian, táimid cinnte go n-éireoidh linn, le cabhair leanúnach ón bhfoireann, ár spriocanna straitéiseacha a bhaint amach. Thar ceann an Bhoird, ba mhaith liom buíochas a ghabháil leis an mbainistíocht, leis an bhfoireann agus lenár gconrathóirí ar son a ndílseachta, a dtiomantais agus a gcuid oibre le linn na bliana 2009. Tá mé buíoch chomh maith do mo chomhghleacaithe ar an mBord ar son a dtiomantais leanúnaigh. Is cúis sásaimh dom go bhfuil feabhsanna móra bainte amach acu lena gcuid oibre crua le blianta beaga anuas agus go bhfuil an Chuideachta i ndea-riocht dá bharr sin do na blianta deacra atá romhainn. Bhí ról tábhachtach ag gach duine san eagraíocht i bhfeabhsú feidhmíocht an Ghrúpa agus bhí inchur na Stiúrthóirí, a choinnigh stiúir ar n-iarrachtaí, an-luachmhar ach go háirithe.

Ba mhaith liom buíochas a ghabháil le Patrick Davoren, a d'éirigh as an mBord i mí Feabhra 2010 tar éis os cionn 17 bliain seirbhíse ar an mBord. Is mór againn an cion a rinne sé.

Ba mhaith liom focal speisialta buíochais a rá leis an Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha Eamon Ryan, TD, agus lena chuid oifigeach as ucht a gcuid cabhrach agus a gcuid tacaíochta i rith na bliana.

**Ionchais Láithreacha**

## Ar an iomlán, is féidir le gach duine in An Post a bheith bródúil as an mbliain 2009. Ní féidir linn luí ar na rámhaí áfach.

Cuirfear margadh iomlán iomaíoch poist ar bun in Éirinn i mí Eanáir 2011. Is deachomhartha dúinn sna blianta atá romhainn an chaoi ar éirigh leis An Post freagairt do na dúshláin agus feabhsúcháin a dhéanamh san am atá caite. Tá an-mhuinín agam as an mBord, as an bhfoireann bainistíochta agus as foireann oibre na Cuideachta agus tá mé cinnte go mbeidh siad in ann dul i ngleic go rathúil leis na fadhbanna a bheidh romhainn.

**John Fitzgerald**
**Cathaoirleach**
*25 Márta, 2010*

**1. Donal Connell, C.Eng., F.I.E.I., B.E.**
**Príomhfheidhmeannach**
Aois 56

Ceapadh an tUasal Connell mar Phríomhfheidhmeannach ar an 14 Lúnasa 2006. Chuir sé tús lena ghairm sa Roinn Poist agus Teileagrafa agus bhí postanna sinsearacha bainistíochta aige in Unitrode Ireland, 3Com Ireland agus Maxtor Ireland mar a raibh sé ina Bhainisteoir Ginearálta roimh dhul isteach in An Post. Tá sé ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach de Bhord Eorpach Xilinx Corporation agus de Postbank Ireland Limited. Tá sé ina Chathaoirleach chomh maith ar Chomhlacht Chrannchuir Náisiúnta An Phoist.

**2. John Daly, A.C.M.A., M.Sc.(Mgmt.)**
**Stiúrthóir Oibriúcháin Mhiondíola**
Aois 47

Tháinig an tUasal Daly isteach in An Post i mí na Nollag 1988 tar éis dó a bheith ag obair mar chuntasóir bainistíochtat i FÁS. Sa chuid luath dá ghairm leis An Post, bhí sé ag obair sa roinn airgeadais mar chuntasóir bainistíochta. Bhí postanna éagsúla aige ansin in airgeadas agus i mbainistíocht sa roinn Miondíola sular ceapadh é ina phost reatha i mí Dheireadh Fómhair 2006. Tá sé ina stiúrthóir ar Chuideachta na nDuaisbhannaí Teoranta.

**3. Jack Dempsey, B.Comm., M.B.A., M.P.A.**
**Stiúrthóir Tionscadal Speisialta**
Aois 59

Tháinig an tUasal Dempsey isteach in Oifig an Phoist sa bhliain 1968 mar Oifigeach Feidhmiúcháin sa Roinn Poist agus Teileagrafa. Le linn a shaol oibre tá taithí leitheadach faighte aige i ngach gné d'oibriúcháin poist agus de ghníomhaíochtaí tráchtála, idir náisiúnta agus idirnáisiúnta, agus bhí postanna sinsearacha éagsúla aige ar fud na Cuideachta. Ceapadh é ina Stiúrthóir Tionscadal Speisialta i mí Aibreáin 2009.

**4. Peter Gallagher, B.Sc., M.B.A., M.Inst.D**
**Stiúrthóir Straitéise agus Feabhas Gnó**
Aois 48

Tháinig an tUasasl Gallagher isteach in An Post i mí AIbreáin 2007 mar Cheann Straitéise agus Feabhas Gnó. Sular tháinig sé isteach in An Post, bhí sé ina Chomhpháirtí i gCleachtas Claochlú Gnó Domhanda an PA Consulting Group mar a raibh sé i gceannas ar chláir mhóra claochlaithe agus feabhsú oibriúcháin do chliantaí sna hearnálacha poiblí agus príobháideacha. Fuair sé taithí roimhe seo chomh maith mar Stiúrthóir Straitéise le KPMG Consulting agus mar Bhainisteoir Oibriúcháin Gnó (RA agus Éire) le Dell Computer Corporation.

**5. Pat Knight, M.Sc.(Mgmt.), F.C.I.P.D.**
**Stiúrthóir Acmhainní Daonna**
Aois 55

Tháinig an tUasal Knight isteach in An Post i mí Mhárta 2004 mar Stiúrthóir Acmhainní Daonna. Roimhe sin, bhí sé ina Bhainisteoir Ginearálta i Waterford Crystal, mar a raibh sé ón mbliain 1986 agus postanna sinsearacha AD aige, in Éirinn agus sa Ríocht Aontaithe. Bhí taithí aige roimhe sin ina Oifigeach Pearsanra le Bord na Móna cpt. Tá sé ina iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post.

**6. Brian McCormick, B.E.(Mech.), M.B.A.**
**Stiúrthóir Seirbhísí**
Aois 50

Ba i mí Bhealtaine 2002 a tháinig an tUasal McCormick isteach in An Post mar Stiúrthóir Straitéise agus ceapadh é ina phost reatha mar Stiúrthóir Seirbhísí i mí Dheireadh Fómhair 2003. Bhí taithí aige roimhe sin le CRH plc agus Merrion Corporate Finance mar a raibh sé ina Stiúrthóir. Tá sé ina iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post.

**7. Liam O'Sullivan**
**Stiúrthóir Oibriúcháin Poist**
Aois 43

Tháinig an tUasal O'Sullivan isteach in An Post sa bhliain 1985 mar chléireach Post-oifige. Le linn a ghairme, tá taithí leitheadach faighte aige i réimse iomlán gnó na Cuideachta. Bhí postanna éagsúla sinsearacha aige sa Chuideachta, lena n-áirítear tréimhsí mar Stiúrthóir Próiseála Poist agus Stiúrthóir na gClár agus na nOibriúchán Athraithe Bailiúchán agus Seachadta. Ghlac sé lena phost reatha i mí Aibreáin 2009.

**8. Peter Quinn B.Comm., F.C.A., M.B.A.**
**Príomhoifigeach Airgeadais**
Aois 51

Ba i mí Lúnasa 2004 a tháinig an tUasal Quinn go dtí An Post tar éis dó a bheith i bpostanna shinsearacha le PJ Carroll and Company plc agus Monaghan Mushrooms Limited. Go luath ina shaol gairmiúil fuair sé oiliúint mar chuntasóir cairte agus bhí sé i gcleachtas le KPMG. Tá sé ina Stiúrthóir ar Postbank Ireland Limited.

**9. Liam Sheehan**
**Stiúrthóir Díolacháin agus Margaíochta**
Aois 50

Tháinig an tUasal Sheehan chuig An Post sa bhliain 2000 mar Bhainisteoir Ginearálta Díolacháin agus Margaíochta agus ceapadh ina Stiúrthóir Díolacháin agus Margaíochta é i mí Dheireadh Fómhair 2006. Tá taithí leitheadach aige in earnáil mearghluaiseachta earraí tomhaltóra na hÉireann agus i gcruthú brandaí, i mbainistiú cainéil agus i straitéis díolacháin. Bhí postanna sinsearacha aige roimhe seo le Proctor & Gamble agus Guinness agus bhí sé ina Stiúrthóir Tráchtála Erin Foods. Tá sé ina Stiúrthóir ar Chumann na Margaíochta Díri.

**10. Michael Tyndall, B.Comm., F.C.A.**
**Rúnaí na Cuideachta**
Aois 59

Ba i mí Eanáir 1989 a tháinig an tUasal Tyndall chuig An Post mar Cheann na Cuntasaíochta Airgeadais agus ceapadh ina Rúnaí Cuideachta é i mí Aibreáin 1998. Chuir sé tús lena shaol gairmiúil sa chuntasaíocht nuair a cháiligh sé mar chuntasóir cairte. Bhí sé ag obair agus bhí postanna sinsearacha bainistíochta aige i ngnónna árachais agus dáiliúcháin. Tá sé ina Iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post agus ina Rúnaí Cuideachta chomh maith ar Chomhlacht Chrannchuir Náisiúnta An Phoist.

**11. Barney Whelan, B.Sc., M.B.A., F.P.R.I.I.**
**Stiúrthóir Cumarsáide agus Gnóthaí Corparáideacha**
Aois 55

Tháinig an tUasal Whelan isteach in An Post i mí Eanáir 2005. Tar éis blianta fada a chaitheamh sa tionscal feirmeoireachta uisce, bhí sé freagrach as caidreamh poiblí agus cumarsáid bhranda sa BSL. Ina dhiaidh sin bhí post aige mar Stiúrthóir, Díolacháin agus Margaíocht sa Bhord um Chur chun Cinn Sábháilteachta Bia. Ceapadh é ina phost reatha i mí Dheireadh Fómhair 2006.

# TEACHT ANIAR SA BHFEIDHMÍOCHT AIRGEADAIS DE BHARR BREIS ÉIFEACHTÚLACHTA AGUS FEABHSÚ



Chuir an laghdú a baineadh amach i gcostais oibriúcháin go mór le feidhmíocht airgeadais na Cuideachta. Rinneadh é seo trí Chláir Athraithe na Cuideachta a chur i bhfeidhm go rathúil agus go leanúnach.

**Donal Connell**
Príomhfheidhmeannach

# CAIGHDEÁIN

# ATHBHREITHNIÚ AN PHRÍOMHFHEIDMEANNAIGH

## Bliain a bhí dúshlánach ach dearfach

**Rinne An Post brabús oibreacháin de €5.7 milliún i 2009 in ainneoin gur tháinig titim de 5.4% ar an ioncam foriomlán go €804 milliún. Ba é an cúlú eacnamaíochta ba mhó ba chúis leis seo, chomh maith le géarú in iomaíocht agus in ionadaíocht leictreonach. D'fhreagair an Chuideachta go mear do na deacrachtaí eacnamaíochta agus d'éirigh léi costais oibriúcháin a laghdú de 2.5%, ó €819 milliún go €798 milliún. Léiríonn an teacht aniar seo sa bhfeidhmíocht, chomh maith leis an tríú bliain de thorthaí Chaighdeán Seirbhíse, go bhfuil ag éirí le nuachóiriú ár gnó.**

D'éirigh go maith le feidhmiúchán ár ngnó Miondíola i rith na bliana. Rinne custaiméirí infheistíocht láidir i dTáirgí Coigiltis an Stáit atá á ndíol againn, agus á mbainistiú thar ceann Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, agus tháinig méadú €1.5 billiún ar na cistí. Bhí bliain rathúil ag na Duaisbhannaí le méadú de €269m sa chiste. Eascraíonn an fás sna cistí seo den chuid is mó as an muinín atá ag daoine as branda An Post agus as gnéithe Táirgí Coigiltis an Stáit. Tháinig méadú chomh maith ar líon na n-idirbhearta eile ar nós idirbhearta na Roinne Gnóthaí Sóisialacha agus Teaghlaigh, agus Western Union, gan ach roinnt acu a lua. Ní raibh cúiteamh iomlán ar fáil sa bhforbairt seo áfach, cé gur mór an fáilte atá roimpi, ar thionchar an mheath in ioncam ár ngnó poist. Tá sé ar intinn againn táirgí breise Airgeadais agus Miondíola a chur lenár bpunann táirgí.

Chuir an laghdú i gcostais oibriúcháin go mór le feidhmíocht airgeadais na Cuideachta. Baineadh é seo amach trí Chláir Athruithe na Cuideachta a fhorfheidhmiú go rathúil, go háirithe an Clár Bailiúcháin agus Seachadta, a raibh laghdú de chóibhéis lánaimseartha de 402 (FTE) ann dá bharr, reo pá ar fud na cuideachta, agus laghdú mór i gcostais oibriúcháin neamhphá. Chomh maith leis sin, tá sé beartaithe laghdú 1,375 de chóibhéis lánaimseartha a dhéanamh sna trí bliana seo chugainn chun laghdú eile fós a chur ar bhonn costais na Cuideachta.

Mar go bhfuil riocht láidir airgid tirim ag An Post is féidir leis an gCuideachta infheistíocht bhreise a dhéanamh mar atá riachtanach don todhchaí. I gcomhar le forfheidhmiú leanúnach na gclár athruithe beidh an infheistíocht seo mar bhunchloch againn chun oibríochtaí poist den chéad scoth a sholáthar sna blianta atá romhainn.

## Tá an Clár Bunathraithe comhdhéanta de phunann de na tionscadail straitéiseacha is tábhachtaí ar fud na heagraíochta.

Clúdaítear gach gné den athrú ullmhúcháin atá riachtanach sula n-osclaítear go hiomlán don mhargadh agus tugtar tosaíocht dó ó thaobh acmhainní agus forfheidhmithe. Déantar monatóireacht dhíograiseach ar fhorfheidhmiú na dtionscadal agus rinneadh dul chun cinn mór i rith na bliana 2009.

Bíonn ioncam agus brabúsacht tábhachtach i gcónaí mar thomhaiseanna do rath aon fhiontraíocht tráchtála. Áirítear ina measc bearta ar nós Caighdeán na Seirbhíse, a léirítear i seachadadh an phoist in am; leathnú an bhonn ioncaim; fíorfhócas custaiméara a chur in iúl agus teicneolaíocht na faisnéise a úsáid chun éifeachtúlacht a bhreisiú. Is cúis áthais dom a thuairisciú go bhfuil dul chun cinn suntasach léirithe againn i ngach ceann de na réimsí tábhachtacha seo.

Lé déanaí bheartaigh An Post agus BGL BNP Paribas, comhscairshealbhóirí Postbank Ireland Ltd., an comhfhiontar a scor faoi dheireadh na bliana 2010. Speag cúinsí éagsúla na scairshealbhóirí i dtreo an chinneadh seo, ina measc na dála gan fasach ina bhfuil earnáil na seirbhísí airgeadais faoi láthair, margadh ard-iomaíocht an choigiltis in Éirinn agus gan aon deis brabúis a bheith ann sna dála margaidh atá ann faoi láthair.

Ag eascairt ar an gcinneadh seo, tabharfaidh bainistíocht Postbank an bank chun críche go gairmiúil ordúil. Idir an dá linn, beidh gnó mar is gnách ar bun Postbank, One Direct agus PostPoint lena gcustaiméirí agus beidh siad in ann dul ar aghaidh lena ngníomhaíochtaí baincéireachta, árachais agus gaolmhara mar is gnách.

### Caighdeán Feabhsaithe Poist

## Tá feidhmíocht chomhleanúnach agus caighdeán feabhsaithe ríthábhachtach dár gcroíchghníomhaíocht: bailiúchán, próiseáil agus seachadadh an phoist.

Is é ár sprioc go ndéanfaí seachadadh ar 94% den phost intíre an chéad lá eile agus seachadadh ar 99.5% laistigh de thrí lá. Tá feabhsú leanúnach ag teacht ar ár bhfeidhmíocht ag gach céim den phróiseas - ó bhailiúchán go próiseáil, dáileadh agus seachadadh. Tháinig feabhas mór orainn ó thaobh na spriocanna seo a bhaint amach i 2009, agus sháraigh na torthaí feidhmíocht na bliana roimhe sin den tríú bliain as a chéile. Deimhnítear sna sonraí bliana iomláine ó ComReg, an Coimisiún um Rialáil Chumarsáide gur seachadadh 84% den phost intíre an chéad lá eile agus 98.3% laistigh de thrí lá. Is méadú an-suntasach de chúig phointe céatadáin é seo ar sheachadadh intíre an chéad lá eile ón bhfeidhmíocht a baineadh amach sa bhliain 2008.

D'éirigh linn arís na spriocanna caighdeáin indirnáisiúnta do sheachadadh poist, mar atá leagtha síos ag Treoracha Poist Aontas na hEorpa (AE) a bhaint amach, is é sin 85% i dtrí lá, mar atá tomhaiste ag an gCorparáid Idirnáisiúnta Poist (IPC) i gCóras Tomhaiste UNEX. Bhain an Chuideachta amach 96.0% ar phost isteach agus 94.6% ar phost amach agus bronnadh Teastas Feabhais i mBainistiú agus i bPróiseáil Post Litreacha Idirnáisiúnta uirthi. Chomh maith leis sin, bronnadh Gradam Feidhmíochta Chomharchumann Aonad Poist an Domhain "Leibhéal Óir" orainn; tá An Post anois curtha i ngrúpa beag de chuideachtaí ceannasacha a ghnóthaigh an gradam seo.

Mar chuid de chlár infheistíochta ilbhliana €150 milliún, táimid ag díriú go leanúnach ar na réimsí seo a chabhróidh linn éifeachtúlacht bhreise a bhaint amach agus caighdeán na seirbhíse a fheabhsú. Mar shampla, d'fhaomhaigh an Bord caiteachas caipitil ar an gcéad ghlúin eile de threalamh sortála poist uathoibrithe. Faoi láthair tá ár gcóras in ann 35% den phost uile a shortáil go leibhéal an bealach seachadta. Nuair a bheidh sé curtha i gcrích beifer in ann ann sortáil a dhéanamh ar 80% den phost go dtí an leibhéal seo.

I rith na bliana leathnaigh muid canáil na mbailiúchán amach go dtí 100% de na pointí Bailiúcháin ar fud na tire, rud a chuir go mór le feabhsú caighdeáin.

Chomh maith leis sin, sheoil muid ár gclár Six Sigma chun oiliúint den chaighdeán is airde a thabhairt don bhainistíocht inár n-oibríochtaí poist. Cuirfidh an cur chuige cruthaithe seo i leith bainistiú próisis go mór lenár gcumas na spriocanna caighdeáin a bhaint amach sna blianta atá romhainn.

### Rannpháirtíocht na Foirne

## Tá sé fíorthábhachtach dár dtodhchaí go ndéanfaimis dea-chaidreamh a fhorbairt agus a choinneáil lenár bhfostaithe go léir.

Maireann an caidreamh atá againn leis an bhfoireann agus le hionadaithe a gcearchumann oscailte agus cuiditheach. Cinntíonn sé seo soiléirí cuspóra agus fíor-chomhoibriú ag gach leibhéal ar mhaithe le rath na heagraíochta. Is cúis áthais dom a thuairisciú maidir leis seo go bhfuil na clár athraithe ag leanúint ar aghaidh go rathúil le tacaíocht na foirne agus na gceardchumann a dhéanann ionadaíocht ar a son.

Dhá bhliain ó shin, gheall mé go gcuirfinn le hinniúlacht An Post trí infheistíocht shuntasach a dhéanamh in oiliúint agus i bhforbairt na ndaoine. Chuir an grúpa sinsireach bainistíochta críoch le clár forbairt chinnireachta módúlach le linn na bliana 2009. Chuir baill foirne as go leor réimsí eile den Chuideachta, agus an urbhainistíocht san áireamh, tús le cláir oiliúna agus forbartha chosúla. Inár ngnó miondíola, mar shampla, rinne muid infheistíocht shunstasach in oiliúint na foirne agus na máistrí poist in oifigí poist, togra a bhfuil méadú ar ioncam cheana féin dá bharr. Creidim go daingean go bhfuil an cur chuige seo ríthábhachtach don rath a bheith orainn amach anseo.

# ATHBHREITHNIÚ AN PHRÍOMHFHEIDM-EANNAIGH (AR LEAN)

### Sruthanna Ioncaim na Todhchaí a dhaingniú

**Thaispeáin an Chuideachta go leanúnach chomh héifeachtúil is atá An Post díreach mar mheán margaíochta do ghnólachtaí agus tugadh faoi réimse gníomhaíochtaí fógraíochta chun cabhrú le cuideachtaí a gcumas a úsáid.**

Bhí ceardlanna ann le saineolaithe agus máistir-ranganna i ngach gné den phost dhíreach. Tugaimid tacaíocht leanúnach don lucht margaíochta díreacha agus dá ngníomhairí trí urraíocht a dhéanamh ar Ghradaim Náisiúnta na Margaíochta Dírí.

Aithnímid an deis a chruthaíonn an ríomhthráchtáil dár ngnó poist. Tá ról ríthábhachtach ag soláthróirí seirbhísí poist ó thaobh orduithe a dhéantar ar an idirlíon a chomhlíonadh agus tugann sé seo deis dúinn atá ag síormhéadú. Chun spreagadh breise a thabhairt don ghnó seo, cuireann Eolaire Siopadóireachta Ar Líne An Post tairseach chuimsitheach suas chun dáta ar fáil a thugann rochtain aon stad ar shiopaí Éireannacha agus idirnáisiúnta agus ar ríomhchomhlánú. Táimid dírithe i gcónaí ar tháirgí nua a sholáthar sna hearnálacha fáis seo agus beidh réitigh saincheaptha á soláthar go leanúnach againn dár mórchliantaí.

### An Margadh Poist ag Oscailt

**Tá an margadh iomaíoch ann cheana féin, mar go bhfuil iomaíocht ceadaithe in os cionn 60% den mhargadh poist le blianta fada anois.**

Creidim go bhfuil an Chuideachta suite go maith chun deileáil le liobrálú iomlán an mhargaidh i 2011. Cuireann An Post fáilte roimh iomaíocht; déanfaidh an margadh liobrálaithe leas an chustaiméara agus tabharfaidh sé deiseanna nua dúinn a thaispeáin, mar fhiontar tráchtála faoi úinéireacht Stáit, gur féidir leis An Post dul san iomaiocht agus buachaint ar bhonn caighdeáin, costais agus nuála.

Is cúis bróid do An Post a bheith ina Sholáthróir Seirbíse Uilíche in Éirinn. Creidim gur mór an cúram é an tseirbhís seo a sholáthar agus ní foláir don Chuideachta a chinntiú go mbeidh an tsamhail ghnó seo téagartha. Tá an Chuideachta tiomanta an oiread céanna do mhéid an phoist a fhás cibé bealach is féidir, i beartáin agus i bpost díreach mar shampla, trí luach ar airgead a sholáthar, tuilleadh feabhais a chur ar chaighdeán agus trí tháirgí nua agus nuálacha a fhorbairt agus a thabhairt isteach.

I rith na bliana 2009, chuir an Roinn Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha agus ComReg tus le tograí comhairliucháin maidir le struchtúr an mhargaidh liobrálaithe. Ghlac muid páirt iomlán sa phróiseas seo trí sheasamh mionsonraithe a ullmhú maidir le gach gné de struchtúr an mhargaidh sa todhchaí. Bhí seasamh againn maidir le saincheisteanna éagsúla ón Oibleagáid Seirbhíse Uilíche agus rialáil táirgí, praghasanna agus caighdeáin, go bonneagar agus rochtain iartheachtach, ar mhaithe le cinntiú go mbeimid in ann an tseirbhís a theastaíonn ó chustaiméirí a sholáthar ar bhonn inmharthanach tráchtála.

### Cóid Phoist

I mí Mheán Fómhair seo caite d'fhógair an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha Eamon Ryan TD, go raibh córas cóid poist d'Éirinn faomhaithe ag an rialtas. Cuirfear cuireadh amach chun tairiscintí a dhéanamh chun an córas nua seo a fhorfheidhmiú agus tá an Rialtas ag súil go mbeidh na cóid seo sannaithe agus in úsáid faoi dheireadh na bliana 2011.

**Tá An Post ag tacú le tabhairt isteach na gcód poist agus beidh ról tábhachtach aige ag cuir ar fail do ár geallsealbhóirí ilghnéitheach na sochair iomadúla éagsúla an bhonneagair Náisiúnta seo.**

### Fochuideachtaí

## Tá a láithreacht i roinnt margaí coimhdeacha neartaithe chomh maith ag an gCuideachta.

Déanann Air Business, fochuideachta in úinéireacht 100% ag An Post, dáileadh ar son foilsitheoirí agus cliantaí poist díreach sa Ríocht Aontaithe. Feidhmíonn an chuideachta lasmuigh de chóras traidisiúnta na ndleachtanna ceann cúrsa poist agus tá sí chun cinn mar sholáthróir ardchaighdeáin seirbhísí poist i margadh na RA atá liobrálaithe go hiomlán agus lán d'iomaíocht ghéar. Bhí fássuntasach Bealtaine agus a lán deiseanna nua ann don chuideachta le linn 2009. I mí Meitheamnh, ghlac an chuideachta seilbh ar mhór-iomaitheoir, Jordan and Co International Limited, soláthróir seirbhísí poist agus comhaill, atá bunaithe in aice le Oxford, chun gnó an-rathúil le láimhdeachas £30 milliún sterling a chruthú. Cuireann ár rannpháirtíocht ar ár gcumas trácht idirnáisiúnta poist d'ardchaighdeán a sholáthar, ach tugann sé taithí dhíreach dúinn freisin ar an mhargadh liobrálaithe.

Sa dara leath de 2009 cheannaigh An Post scairshealbhóireacht 53.6% sa Gift Voucher Shop (GVS). Is mar chomhpháirtíocht straitéiseach a thosaigh gnó an GVS sa bhliain 2002 agus tá sé ag fás go tréan ó shin.

Díolann an chuideachta dearbháin bhronntanais trí líonra na nOifigí Poist in Éirinn agus go direach trína fhoireann chorparáideach díolacháin, ar líne agus trína ionad glaonna. Go dtí seo is é an Cárta Bronntanais il-stór leictreonach One4All, an táirge is rathúla atá aige agus seoladh an táirge san RA anuraidh. Léiríonn GVS conas is féidir leis An Post gnó láidir saincheadúnais a fhorbairt, ag obair go dlúth le comhpháirtithe sa bhaile agus thar lear, ag baint leasa as a chaidreamh seanbhunaithe gnó chun fás mear a sholáthar.

Tá sreabhanna oibre leictreonacha á n-úsáid níos mó agus níos mó ag gnólachtaí ar mhaithe le héifeachtúlacht a mhéadú agus slándáil a bhreisiú. I gcomhpháirtíocht le Adobe Corporation, cuireann táirgí Post.Trust's ar chumas cuideachtaí cáipéisí leictreonacha a chruthú (i réimsí forghníomhú conartha, giniúint sonrasc agus comhfhreagras ginearálta gnó) ina mbíonn sínithe a mbaineann ceangal dlí leo). Bíonn na táirgí seo ar fáil do ghnólachtaí beaga agus móra araon. Soláthraíonn an teicneolaíocht seo céannacht deimhnithe údair agus iontaofacht cáipéise. Táimid deimhnitheach go bhfuil an togra seo ag teacht roimh riachtanais na gcustaiméirí sa mhargadh seo atá ag fás, agus go sásóidh sé na riachtanais sin.

### Nuáil

Tá mé tiomanta do phróiseas a fhorbairt chun an nuáil a neadú (bealaí nua chun smaoineamh agus obair a sholáthróidh táirgí/seirbhísí nua) mar chomhpháirt chórasach de bhealach oibre An Post. Beimid ag tógáil ar thograí úrnua - ár ndíolmheasíní lánseirbhíse, postfone, tairiscint seirbhís teileafóin so-iompair a bheith ar fáil go luath inár n-ionaid mhiondíola, féidearachtaí Shiopa Dearbháin Bhronntanais agus eile. Fiosróimid freisin na deiseanna atá ar fáil sa réimse digiteach, an post hibrideach san áireamh.

## I gcomhthéacs an phoist, níl de theorainn ar an nuáil ach forbairt na teicneolaíochta féin agus tá réimse sochar le baint as sin, ó fheabhsú díreach ar éifeachtúlacht go tairiscintí breisluacha do mhórchustaiméirí.

Is féidir tograí an-fheiceálacha le próifíl ard a bheith mar thoradh ar na deiseanna seo, mar atá le feiceáil inár n-ionaid mhiondíola. Tá sé ar intinn agam bonn níos daingne a chur faoin ngníomhaíocht seo in An Post sa bhliain atá romhainn.

# ATHBHREITHNIÚ AN PHRÍOMHFHEIDM-EANNAIGH (AR LEAN)

Is mian liom buíochas a ghabháil leis an mBord as ucht a gcúnamh, a dtacaíocht agus a dtreoir i rith na bliana 2009, agus ba mhaith liom buíochas ar leith a ghabháil lenár gCathaoirleach, John Fitzgerald ar son a chuid oibre agus a chuid tacaíochta. Táim buíoch chomh maith don bhfoireann bainistíochta, dár bhfoireann agus dár gconraitheoirí as a dtiomantas agus a ndúthracht agus iad i mbun a gcuid dualgas. Mar fhocal scoir, gabhaim buíochas lenár gcomhpháirtithe gnó as muinín a chur ionainn. Beidh a gcuid muiníne dár spreagadh chun ár bhfeidhmíocht a fheabhsú agus a chintiú go mbeimid inár gcomhpháirtithe iontaofa i ngach gné, idir lóistíocht, chumarsáid agus idirbhearta airgeadais.

Léiríonn torthaí airgeadais agus oibríochta na bliana 2009 a fheabhas is a d'éirigh leis an gCuideachta bhreá seo plé le hathrú mór. D'éirigh linn é sin a dhéanamh trí chomhoibriú le chéile, trí dhíriú inár n-iarrachtaí ar na gnéithe den ghnó a sholáthraíonn luach don chustaiméir agus a fheabhsaíonn caighdeán na seirbhíse. Agus muid ag druidim leis an mhargadh lán-iomaíoch is mithid go mbeidh an cur chuige seo ina chuid lárnach dár n-iarrachtaí.

**Donal Connell**
**Príomhfheidhmeannach**
*25 Márta, 2010*

**Buaicphointí Airgeadais**

Láimhdeachas




2009 2008

Brabús Oibriúcháin




2009 2008

(Caillteanas)/brabús don bhliain airgeadais




2009 2008

Brabús oibriúcháin mar % den láimhdeachas




2009 2008

## Anailís ar an Láimhdeachas




Post · Oifigí Poist miondíola · Seirbhísí eile · Ioncam Úis

## Láimhdeachas €m




## Anailís ar Chostais Oibriúcháin




Costais foirne agus máistrí poist · Dáiliúchán · Cóiríocht
Oibriúchán · Riarachán · Dímheas agus amúchadh cáilmheasa

## Brabús Oibriúcháin €m



# ATHBHREITHNIÚ AIRGEADAIS

## Forléargas Airgeadais

**Ba mhór an éacht é brabús oibriúcháin de €5.7m a bhaint amach don bhliain sa chomhthéacs eacnamaíoch ina raibh ar an gCuideachta feidhmiú. Ghníomhaigh an Chuideachta go mear don athrú i láimhdeachas a tharla go han-luath sa bhliain agus d'éirigh linn an bonn costais a laghdú chun an stádas brabúsach a choinneáil.**

### Láimhdeachas

Laghdaigh an láimhdeachas ó €850m go €804.2m i 2009 den chuid is mó mar gheall ar laghdú i méid an phoist traidisiúnta. Tá gaol díreach idir an laghdú méid seo le gnéithe athraitheacha den eacnamaíocht lena n-áirítear fás eacnamaíoch, líon na dtithe a críochnaíodh agus an caiteachas ginearálta. Bhí gluaiseacht achrannach faoi na tosca seo go léir i rith na bliana agus tháinig laghdú 10% ar mhéid an phoist dá mbarr le chéile.

Mhéadaigh an láimhdeachas sa ghnó miondíola i rith na bliana mar gheall ar mhéadú an-mhór i ngníomhaíocht na seirbhísí airgeadais a sholáthraíonn An Post. Tháinig méadú €1.8 billiún ar luach na gcistí NTMA agus Prize Bonds a tháinig ó ionaid An Post ó thús. Mhéadaigh idirbhearta eile a rinneadh in oifigí poist thar ceann cliantaí ar nós na Roinne Gnóthaí Sóisialacha agus Teaghlaigh, Western Union, na cuideachtaí fóntais agus eile, i rith na bliana chomh maith.

Chuir an Chuideachta lena shruthanna ioncaim i rith na bliana agus mhaollaigh siad sin tionchar iomlán an lagthrá sa phost traidisiúnta.

| | | 2009 | 2008 |
|---|---|---|---|
| Láimhdeachas (seachas scair de láimhdeachas chomhfhiontair) | €m | 804.2 | 850.0 |
| Brabús Oibriúcháin | €m | 5.7 | 31.2 |
| Corrlach Brabús Oibriúcháin | | 0.7% | 3.7% |
| Glansócmhainní seachas dliteanas pinsin | €m | 355.6 | 383.8 |
| Ráta reatha cóibhéis lánaimseartha deireadh bliana na Cuideachta | | 9,955 | 10,357 |
| Croí-innéacs ioncam litreacha (2004: 100) | | 98.1 | 109.0 |
| Líon pointí seachadta | milliúin | 2.214 | 2.184 |

### Costais Oibriúcháin

Tháinig laghdú 1.7% ar phá, tuarastail agus costais na máistrí poist, ó €599m i 2008 go €589m go 2009. Lean tionchar na socruithe pá a cuireadh i bhfeidhm i 2008 ar aghaidh i 2009. Nuair a dhéantar é sin a laisciniú ón gcostas saothair léiríonn sé laghdú 3.4% ar an mbille saothair. Tá an laghdú seo á bhaint amach trí líon na ndaoine atá fostaithe ar Chóibhéis Lánaimseartha sa Chuideachta a laghdú. I gcomparáid le Nollaig 2008, baineadh amach 402 cóibhéis LA faoi dheireadh mhí na Nollag 2009 agus chuir sé bonn faoi shábháil mhór costais sna blianta amach anseo.

Rinneadh laghdú 4.7%, go €210m, ar chostais oibriúcháin eile. Ba mhór an éacht í seo mar go raibh infheistíocht leanúnach á dhéanamh ag an gCuideachta i margaíocht agus i mbranda An Post.

### Sócmhainní Seasta Inláimhsithe

Rinneadh caiteachas caipitil de €51.4m sa bhliain, le caiteachas suntasach á dhéanamh ar fhoirgnimh, trealamh agus an fhlít iompair. Lean clár athnuachana an fhlít iompair ar aghaidh le athsholáthar á dhéanamh ar 650 feithicil i 2009. Ní dhearnadh aon diúscairt shuntasach ar shócmhainní i rith na bliana. Tá pleananna breise caipitil ann do 2010-12, lena n-áirítear infheistíocht sa chéad ghlúin eile de threalamh sortála poist, a chuirfidh ar ár gcumas 80% den phost a shortáil go leibhéal bealach seachadta.

### Beartas Cisteáin agus Acmhainní Airgid Tirim

Cuireann seasamh láidir an chlár comhardaithe ar chumas na Cuideachta pleanáil a dhéanamh le haghaidh infheistíochta. Sa chaiteachas caipitil agus i bhforfheidhmiú an chlár athraithe araon leagfar síos an dubhshraith chun oibriúcháin poist den chéad scoth a sholáthar sa todhchaí.

Feidhmíonn feidhm chisteáin an Ghrúpa faoi bheartas riosca íseal neamh-amhantrach atá faomhaithe ag an mBord. Le míonna beaga anuas, tá athrú mór tagtha ar Earnáil na Seirbhísí Airgeadais agus, le faomhadh an Bhoird, ghlac an fheidhm chisteáin na bearta cuí chun sócmhainní airgeadais an Ghrúpa a chosaint. Is í príomhchuspóir an fheidhm chisteáin a chinntiú go mbeidh cistí ar fáil le haghaidh gníomhaíochtaí trádála agus an toradh is fearr á bhaint amach as acmhainní airgid atá ar fáil ag an am céanna.

### Scéimeanna Pinsin

Tuairiscítear scéimeanna pinsin sa Ghrúpa faoi FRS 17 a léiríonn easnamh cuntasaíochta de €403m i gcomparáid le €582m i 2008. Tháinig feabhas ar luach acmhainní na scéime i 2009, tar éis torthaí díomácha 2008 a d'eascair as feidhmíocht na margaí airgeadais. Ag deireadh na bliana 2009, bhí €1.7 billiún in acmhainní ag na scéimeanna pinsin, méadú €206m ó mhí na Nollag 2008.

Mar atá le formhór na scéimeanna pinsin le sochar sainithe, ní shásaíonn scéimeanna SS An Post na hÍoschaighdeáin Maoinithe a éilíonn an Bord Pinsean. Tá tús curtha le díospóireachtaí i measc na bpáirtithe leasmhara go léir le súil le plean maoinithe comhaontaithe a chumadh chun freastal ar riachtanais na nÍoschaighdeán Maoinithe. Ní mór an tsuim chomhaontaithe a chur faoi bhráid an Bhord Pinsean le faomhadh roimh dheireadh 2010.

### Clár Comhardaithe

**Léiríonn Clár Comhardaithe an Ghrúpa sócmhainní seasta de €243m, iarshuimeanna airgid de €288m agus glanseasamh sócmhainní de €356m roimh dliteanais pinsin.**

Tugann a chlár comhardaithe bonn socair airgeadais don Ghrúpa d'fhorfheidhmiú a straitéise.

### Ionchas Eacnamaíoch

Bhí timpeallacht an-diúltach ann d'oibritheoir náisiúnta poist i 2009. Chuaigh an Chuideachta i dtaithí ar na cúinsí a bhí ann go mear áfach agus d'éirigh linn brabús a dhéanamh. I measc na ngníomhartha a rinneadh chun an tionchar seo a mhaollú bhí rialú dian ar chostais agus tuilleadh feabhais ar éifeachtúlacht. Tá monatóireacht leanúnach á dhéanamh ar raon iomlán na timpealleachta eacnamaí agus beidh an gnó ag freagairt dó seo de réir riachtanais na gcúinsí. Táthar ag súil go mbeidh timpeallacht eacnamaíoch níos fearr ann i 2010 agus go mbeidh sochair na bhfeabhsúcháin ar an bonn costais agus na bhforbairtí giniúint ioncaim atá ar bun le feiceáil go luath.

# SEIRBHÍS UILÍOCH

## Faoi Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Seirbhísí Poist), 2002, I.R. 616 de 2002 ('na Rialacháin') agus faoi threoracha atá eisithe ag an gCoimisiún um Rialacháin Chumarsáide (ComReg), éilítear ar An Post faisnéis maidir le Seirbhís Uilíoch a fhoilsiú ina thuarascáil bhliantúil.

**Riachtanais an OSU (Oibleagáid Seirbhíse Uilíche)**
Faoi Rialachán 4 (2) (a) de na Rialacháin, ainmíntear An Post mar sholáthraí oibleagáid seirbhíse uilíche agus é mar oibleagáid air seirbhís uilíoch poist a sholáthar.

Faoi Rialúchán 4 (3) (a) ráthóidh soláthróir seirbhíse uilíche na nithe seo a leanas mar íosmhéid, ar gach lá oibre agus 5 lá sa tseachtain ar a laghad, seachas i ndálaí nó i gcúinsí tíreolaíocha a mheastar a bheith eisceachtúil ag ComReg:

- i imréiteach amháin, agus
- ii seachadadh amháin chuig baile nó áitreabh gach duine nádúrtha nó dlíthiúil, nó de mhaolú, faoi dhálaí atá faoi dhiscréid ComReg, seachadadh amháin chuig suiteáil chuí.

Faoi Rialúchán 4 (4), beidh na híos-saoráidí seo a leanas áirithe sa tseirbhís uilíoch:

- A Bailiúchán, sortáil, iompar agus dáileadh míreanna poist suas go 2 kg;
- B imréiteach, sortáil, iompar agus dáileadh beartáin phoist suas go 20 kg;
- C seirbhísí le haghaidh míreanna cláraithe;
- D seirbhísí le haghaidh míreanna faoi árachas laistigh den Stát agus chuig agus ó gach tír, ar sínitheoirí iad do Choinbhinsiún an Aontas Uilíoch Poist, a dhearbhaíonn go bhfuil siad toilteanach na míreanna sin a ligint isteach ar bhonn cómhalartach nó in aon treo amháin.

Faoi Rialúchán 4 (6) clúdóidh na seirbhísí uilíocha seirbhísí náisiúnta agus trasteorann araon.

Faoi Rialúchán 5, sásóidh soláthróir seirbhíse uilíche na riachtanais seo a leanas maidir le seirbhís uilíoch a sholáthar:

- A ráthóidh an tseirbhís go gcomhlíonfar na riachtanais bhunúsacha;
- B tairgeofar seirbhís chomhionnan d'úsáideoirí faoi dhálaí inchomparáide;
- C cuirfear an tseirbhís gan aon chineál idirdhealaithe, go háirithe gan idirdhealú a eascraíonn as cúinsí polaitiúla, reiligiúin nó ideolaíochta;
- D ní bhrisfear ná nó stopfar an tseirbhís ach amháin i gcásanna force majeure; agus
- E tiocfaidh éabhlóid ar an tseirbhís mar fhreagairt don timpeallacht theicniúil, eacnamaíoch agus shóisialta agus do riachtanais na n-úsáideoirí.

Faoi Rialúchán 8, forchoimeádtar seirbhísí áirithe do An Post mar sholáthróir seirbhíse uilíche, mar atá imréiteach, sortáil, iompar agus seachadadh míreanna comhfhreagrais intíre, comhfhreagras trasteorann agus post díreach, cibé acu le seachadadh mear nó eile, laistigh de na teorannacha meáchain agus praghais seo a leanas (ón 1 Eanáir 2006)

- i 50 gram an teorainn meáchain a bheidh ann
- ii níl feidhm leis na teorannacha meáchain seo má tá an praghas cothrom le nó níos má ná dhá oiread go leith chomh mór leis an muirear poiblí do mhír comhfhreagais sa chéad chéim meáchain den earnáil is tapúla (.i. €1.375)

Forchoimeádtar an tseirbhís phoist in aisce do dhaoine dalla agus caocha do An Post chomh maith.

**Rochtain ar Sheirbhísí Uilíocha**
Cuireann An Post rochtain ar a chuid seirbhísí ar fáil trí líonra de 57 oifig poist na Cuideachta, 1,179 oifig poist faoi chonraitheoirí agus 177 gníomhaí poist. Sa bhreis air sin, díolann timpeall 2,705 áitreabh miondíola stampaí poist, mar ghníomhairí ceadúnaithe gníomhacha. Ar mhaithe le rochtain fhisiciúil ar an tseirbhís a éascú, tá timpeall 5,000 bosca poist scaipthe go forleathan ar fud an Stáit. Tá 43 pointe ainmnithe ann chun glacadh le seirbhísí bulc poist.

**Táillí**

Tugtar achoimre anseo a leanas de na táillí reatha ar son seirbhísí caighdeánacha. Tugtar an fhaisnéis iomlán faoi tháirgí agus seirbhísí An Post, maraon leis na táillí a bhaineann leo in Treoir An Post do Sheirbhísí Poist agus in Treoir An Post do Rátaí Poist.

| Éire & TÉ | Litreacha (suas go C5) | Clúdaigh Mhóra (<100g) | Pacáistí (<100g) | Beartáin (<0.5kg) |
|---|---|---|---|---|
| Post Caighdeánach <100g | 55c<br>54c ar Cheadúnas nó Méadar | 95c | €2.20 | €6.50 |
| Post Cláraithe* | €5.25 | €5.25 | €5.25 | €10.50 |

**Clúdaíonn an táille atá iníoctha ar son clúdaigh bhunúsacha cláraithe cúiteamh suas go uasmhéid de €320. Tá cúiteamh breie suas le teorainn de €1,500 ar fáil ar €4 agus suas le teorainn €2,000 ar €5, bunaithe ar an luach a luaitear ag am na postála.*

| Seolta Scríbe Idirnáisiúnta | Litreacha (suas go C5 100g) | Clúdaigh Mhóra (<100g) | Pacáistí (<100g) | Beartáin (<0.5kg) |
|---|---|---|---|---|
| Post Caighdeánach | 82c | €1.50 | €2.70 | An Bhreatain €18.25<br>An Eoraip €22.00<br>An chuid eile den Domhan €22.00 |
| Post Cláraithe * | €5.17 | €5.85 | €7.05 | An Bhreatain €23.00<br>An Eoraip €27.00<br>An chuid eile den Domhan €27.00 |

** Braitheann an tseirbhís atá ar fáil ar riarachán poist an tír sprice. Cúiteamh suas go €320 sa Bhreatain; €150 san Eoraip; €100 do bheartáin agus €35 do litreacha lasmuigh den Eoraip.*

# SEIRBHÍS UILÍOCH (AR LEAN)

### Caighdeán na Seirbhíse

Idirnáisiúnta

Shocraigh an Coimisiún Eorpach an caighdeán feabhas feidhmíochta do sheachadadh poist trasteorann sa Chomhphobal agus aistríodh go dlí na hÉireann é faoi Rialúchán 12 (2) de na Rialúcháin agus a Sceideal. Is mar seo a leanas atá an caighdeán feabhais do mhíreanna poist den earnáil chaighdeánach is tapúla:
**D+3: 85% de mhíreanna; D+5: 97% de mhíreanna,** nuair a thagraíonn D don lá postála.

Intíre

Éilíonn na Rialúcháin ar ComReg caighdeán feabhas seirbhíse a shocrú don tseirbhís uilíoch agus ní mór don chaighdeán a shocraítear a bheith comhoiriúnach le caighdeán na seirbhísí trasteorann sa Chomhphobal. Is é seo a leanas an sprioc atá socraithe ag ComReg do phostas tosaíochta aonphíosa baile mar sprioc feabhas seirbhíse:
**D+1: 94% D+3: 99.5%,** nuair a thagraíonn D don lá postála.

Monatóireacht ar Chaighdeán

Déanann Research International monatóireacht ar fheidhmíocht de réir spriocanna idirnáisiúnta thar ceann na Corparáide Idirnáisiúnta Poist. Déanann IPSOS mrbi monatóireacht ar chaighdeán na seirbhíse baile thar ceann ComReg. Tá sonraí na dtorthaí is déanaí ar fáil ó shuíomh idirlín ComReg www.askcomreg.ie nó ónár suíomh idirlín féin www.anpost.ie, agus tá an fheidhmíocht intíre le fáil freisin ar shuíomh idirlín Comreg www.askcomreg.ie.

### Gearáin Chustaiméirí

**Éilítear ar An Post taifead a choinneáil faoi ghearáin chustaiméirí le haird ar an gcaighdeán ábhartha Eorpach IS: EN 14012:2003.**

Tugtar miondealú sa tábla ar leathanach 25 de na gearáin a fuarthas i scríbhinn ó chustaiméirí i rith na bliana 2009. Is cuid an-bheag den trácht iomlán poist a láimhseáladh i rith na bliana an líon atá luaite sa tábla.

Áirítear sa bhfigiúir iomlán gearáin faoi mhíreanna cláraithe, ar 5,453 a líon.

I 2009, rinneadh 353,162 glaoch teileafóin ar Sheirbhísí Custaiméirí An Post. Glaonna gnáthaimh nó fiosruitthe ginearálta ba ea a bhformhór seachas gearáin.

Tugtar sonraí faoi Nósanna Imeachta Gearáin agus Réiteach Aighnis An Post sa leabhrán *Ag Réiteach na Faidhbe* atá ar fáil ar ár suíomh idirlín, in ionaid mhiondíola, agus ón Ionad Seirbhísí Custaiméara.

### Faisnéis Bhreise

Tá breis faisnéise maidir leis na seirbhísí a sholáthraíonn An Post ar fáil ach glaoch ar Seirbhísí Custaiméara An Post ar líne Ghlao Sábhála 1850 57 58 59, ar ríomhphost ag customer.services@anpost.ie, ag an suíomh idirlín www.anpost.ie, nó trí ghlaoch isteach i d'oifig poist áitiúil.

| Gearáin scríofa a fuarthas ó chustaiméirí: | |
|---|---|
| Míreanna caillte nó faoi mhoilliú mór | 17,954 |
| Míreanna a ndearnadh dochar dóibh | 740 |
| Míreanna a tháinig go déanach | 458 |
| Bailiú nó seachadadh poist: | |
| *Am seachadta* | 235 |
| *Teip ó thaobh seachadadh laethúil a dhéanamh ar theach nó ar áitreabh* | 412 |
| *Teipeanna ó thaobh amanna bailithe* | 24 |
| Mísheachadadh | 364 |
| Rochtain ar fhaisnéis seirbhísí custaiméara | 32 |
| Gearríoc poist | 95 |
| Táillí do phost aonphíosa/scéimeanna lacáiste agus coinníollacha | 11 |
| Athrú seoladh (Atreorú) | 204 |
| Iompar agus cumas phearsanra poist | 33 |
| Mar a dheighleáiltear le gearáin | 1 |
| Eile (nach bhfuil áirithe thuas) | 7,999 |
| Iomlán | 28,562 |

# INMHARTHANACHT IN AN POST

## Ár bhFís

### Is gné lárnach de rath ár ngnó í an inmharthanacht; seirbhísí inacmhainne d'ardchaighdeán a sholáthar agus meas a thabhairt do na pobail agus don chomhshaol ina mairimid.

Sa bhliain 2008, d'fhoilsíomar an fhís atá againn don Inmharthanacht in An Post. Ó shin i leith tá tús curtha againn leis an gcur chuige seo a chomhtháthú sa chaoi ina ndeinimid gnó.

Tá tionchar ag ár ngníomhaíochtaí ar gach duine a chónaíonn agus a bhíonn ag obair sa tír seo agus is mian linn go mbeadh tionchar dearfach againn ar gach céim den slabhra soláthair atá á fheidhmiú againn, idir phost agus mhiondíol.

Rinneamar dul chun cinn go réidh i 2009 agus déantar bainistiú ar an Inmharthanacht anois mar cheann den líon beag tionscadal straitéiseacha sa Chuideachta. Rinne forbairt ar struchtúr rialaithe atá téagartha agus oiriúnach, agus ar Bheartas foirmiúil Fuinnimh agus Carbóin. Thiomsaíomar roinnt tograí comhshaoil atá deartha chun aschur carbóin agus úsáid fuinnimh a laghdú agus táimid tiomanta do laghdú 20% a dhéanamh ar astuithe carbóin faoin mbliain 2020. D'infheistíomar cuid mhór acmhainní i bhforbairt leanúnach ghairmiúil a dhéanamh ar an mbainistíocht agus ar an bhfoireann agus chuireamar roinnt tograí a bhaineann le sláinte i bhfeidhm. Chuireamar tús freisin le dhá chlár nua rannpháirtíocht foirne, a bhfuil luacháil agus mionathruithe déanta orthu ó shin.

Díríodh i rith na bliana ar an Inmharthanacht a chomhtháthú inár straitéis gnó. Chun na críche sin b'éigean na nithe seo a leanas a chur ar bun:

- Spriocanna diana nasctha chun carbón agus fuinneamh a laghdú;
- Próisis dhaingne tuairisceoireachta agus struchtúir rialaithe, lena n-áirítear Bord Tionscadail a sholáthraíonn meicníocht cinnteoireachta tras-stiúrthóireachta ag leibhéal bainisteoirí agus stiúrthóirí;
- Spriocanna/méadrachtaí aonair le haghaidh breithmheasanna feidhmíochta do bhainisteoirí sinsireacha;
- Obair i gcomhar le gníomhaireachtaí rialtais agus laistigh den gCorparáid Idirnáisiúnta Poist (IPC) chun modhanna cuntasaíochta agus caighdeáin náisiúnta a fhorbairt le haghaidh bainistiú fuinnimh.

#### Comhshaol

### Tá Beartas foirmiúil Carbóin agus Fuinnimh ag an gCuideachta anois a bheith mar threoir againn chun úsáid fuinnimh agus astuithe carbóin a laghdú agus rochtain mharthanach ar acmhainní ilghnéitheacha fuinnimh a chinntiú, ar mhaithe le cur le gnó agus le clú na heagraíochta.

Leagtar amach ann na bealaí ina ndéanfaidh An Post bainistiú ar ídiú fuinnimh, ar astuithe ó fhoirgnimh, ó iompar agus ó oibríochtaí chomh maith leis na rioscaí a bhaineann le hathrú aeráide. Go bunúsach spreagtar forbairt agus forfheidhmiú cleachtas freagrach gnó leis an mbeartas seo. Beidh an Chuideachta tiomanta dá réir do spriocanna ar leith agus áiseoidh sé córas bainistíochta a mbeidh sé d'aidhm aige fuinneamh agus astuithe a chomhtháthú inár gcinnteoireacht agus inár bpróisis athbhreithnithe.

Tá tagarmharcáil agus deimhniú déanta ag an gCorparáid Idirnáisiúnta Poist (International Post Corporation IPC) ar ár sonraí carbóin do 2008/2009.

Déanann an Chorparáid Idirnáisiúnta Poist (IPC - International Postal Corporation) ionadaíocht ar son cuideachtaí poist ón Eoraip, an Áise, an tAigéan Ciúin, agus SAM, atá freagrach le chéile as 80 faoin gcéad de mhéid poist an domhain, 275 milliún seoladh, 600,000 feithicil agus 100,000 saoráid. Nuair a bhí Comhdháil Athrú Aeráide na NA ar bun (Copenhagen, Nollaig 2009) ghlacamar páirt i dtogra IPC a d'fhoilsigh sonraí earnálacha agus a thug léargas faoi chumas bainistiú carbóin na mballeagraíochta poist. Leis an

tuarascáil seo táimid tiomanta do laghdú 20 faoin gcéad a dhéanamh ar astuithe carbóin faoin mbliain 2020. Thoiligh An Post freisin a bheith páirteach sa Chóras nua Bainistiú agus Monatóireacht Comhshaoil (EMMS) chun feidhmíocht oibritheoirí poist a ghrádú do bhainistiú agus astuithe carbóin.

Tá a aschur carbóin á laghdú le blianta fada ag An Post trí thograí bainistiú fuinnimh agus dramhaíle agus tá laghduithe breise carbóin baint amach mar gheall ar fhócas leitheadach na Cuideachta ar an Inmharthanacht. Tá conradh díreach curtha i gcrích againn do sholáthar leictreachais atá ginte as foinsí atá 100% inathnuaite.

Tá éifeachtúchtaí suntasacha bainte amach mar gheall ar ard-oliúint tiománaithe, lena n-áirítear teicnící eicea-thiomána, bainistiú breosla agus úsáid an bhreiseáin bhithbhreosla Ad Blue.

Tá togra Rátáil Fuinneamh Foirgnimh ar bun sna háitribh is mó atá ag an gCuideachta, lena n-áirítear na ceithre phríomhionad poist i mBaile Átha Cliath, i gCorcaigh, i mBaile Átha Luain agus i bPort Laoise, atá deartha chun feasacht agus úsáid fuinnimh a fheabhsú sna hionaid sin. Tá sábháil de suas le €100,000 bainte amach cheana féin i gcórais rialú teasa agus solais, agus astuithe carbóin laghdaithe dá réir.

Tá sábháil de níos mó ná €80,000 bainte amach ag córais chomhtháite bainistiú dramhaíle ag Ard-Oifig an Phoist agus ag 13 suíomh eile den Chuideachta i gceantar Bhaile Átha Cliath agus tá suas le 70 faoin gcéad den dramhaíl oifige atreoraithe ó líonadh talún. D'éirigh le scéim phíolótach in Oifig Seachadta Poist amháin laghdú €800 sa bhliain a dhéanamh ar tháillí uisce.

#### An Láthair Oibre

## Le cóibhéis lánaimseartha foirne níos mó ná 9,500 duine, tá comhionnanas, cothromas ag obair agus sláinte agus folláine na foirne ina thosaíocht sa Chuideachta.

Sa bhliain 2009 chuireamar clár suntasach infheistíochta i gcrích d'fhorbairt leanúnach ghairmiúil na foirne. Rinneadh *Leading for Results* a sheachadadh chuig os cionn 200 bainisteoir sinsearach, rud a thug uirlisí breise dóibh chun obair go rathúil sa timpeallacht iomaíoch a thiocfaidh isteach le liobrálú iomlán an mhargaidh i 2011.

Rinneadh infheistiú breise ag an am céanna i bhforbairt foirne san urbhainistíocht, agus i mbainistíocht riaracháin agus oibriúcháin. Tá an clár *Learning to Succeed* leathnaithe amach anois chuig lárbhainistíocht na ceanncheathrú.

Bhí an inmharthanacht ina mhodúil ar leith i ngach ceann de na cláir seo agus mar bhonn do sheisiún ag comhdháil na mbainisteoirí sinsearacha.

Mair aitheantas do Sheachtain Sláinte Eorpach na bhFear (Meitheamh 15-22) seoladh *Male Minder – A guide to Male Health* do fostaithe An Post chuig os cionn 9,500 fostaí. Chomh maith leis sin, thug baill d'fhoireann Sláinte agus Tacaíocht Gairme na Cuideachta cuairt ar na hoifigí is mó dár gcuid i rith na seachtaine, chun feasacht sláinte a chur chun cinn.

Spreagann Scéim Rothaíocht chun Oibre An Post baill foirne chun taisteal ag obair agus ón obair ar rothar. Cuireann an scéim ar chumas na foirne cuid dá bpá a íoc mar mhalairt ar rothar agus trealamh sábháilteachta. Breathnaítear ar an trealamh ansin mar shochar comhchineáil, agus is féidir leis na baill foirne sábháil a dhéanamh ar cháin agus ÁSPC. Déanann an togra seo leas na Cuideachta agus na foirne araon. Chláraigh 380 ball foirne sa scéim i 2009.

# INMHARTHANACHT IN AN POST (AR LEAN)

**Pobal**

## Is cuid thábhachtach den saol laethúil i ngach teaghlach agus gnó sa tír é An Post agus é ag feidhmiú mar idirghabhálaí iontaofa poist, don airgeadas pearsanta agus d'idirbhearta gnó.

Aithnímid an raon uathúil atá ag ár gcuideachta lena fhoireann, a tháirgí agus a chuid seirbhísí.

Tá an Oibleagáid Seirbhíse Uilíche, a éilíonn orainn an post a sheachadadh chuig gach áitreabh cúig lá sa tseachtain, á chomhlíonadh go leanúnach againn. Tá an líonra miondíola is mó sa tíre, le oifigí poist agus gníomhairí poist ag freastal ar suas le dhá mhilliún duine sa tseachtain, á oibriú i gcónaí againn.

Leis an lagthrá eacnamaíoch agus an brú ar an margadh saothair cruthaíodh éileamh nua ar litearthacht agus uimhríocht i measc daoine fásta atá níos buartha ná riamh faoina n-oiriúnacht fostaíochta.

Tá an dóchúlacht ann go mbeidh siad gan scileanna ríomhaireachta, gan cuntas bainc agus tacaíocht de dhíth orthu i réimse an oireadas fadsaoil.

## I gcomhar leis an Áisíneacht Náisiúnta Litearthachta d'Aosaigh (NALA) cothaíonn feachtas feasacht litearthachta An Post seirbhís faisnéise agus atreoraithe saorfóin, trí bhealaí iomadúla.

Ag an tús dhíríomar ar dhaoine nach bhfuil acu as litearthacht agus uimhríocht bhunúsach, rud a chuireann bac orthu ó thaobh fostaíochta, oideachais nó rannpháirtíochta sa tsochaí.

Bhí na torthaí seo a leanas ar an bhfeachtas feasacht litearthachta i rith na bliana 2009:

- Rannpháirtíocht mhéadaithe san oideachas, sa phobal agus san eacnamaíocht i gcoitinne;
- Níos lú náire agus eagla i measc daoine faoi fhadhbanna litearthachta;
- Foinse agus seirbhís atreoraithe iontaofa, sábháilte faisnéise dóibh siúd a bhfuil gá acu leis
- Fuarthas níos mó ná 2,600 glaoch teileafóin a d'escair go díreach as an bhfeachtas fógraíochta agus margaíochta dírí i rith 2009;
- Baineadh amach cuimhne 50% ar son cothú fheasacht litearthachta An Post.

## Tugann ár dtiomantas leanúnach i leith feasacht ar shaincheisteanna litearthachta a ardú cabhair do na mílte daoine ina saol.

Is réimsí iad an litearthacht teicneolaíoch agus an t-iniamh digiteach atá ag fás mar éileamh agus mar chúram do dhaoine aosta agus dá dteaghlaigh sínte, le béim ar leith ar rochtain ar earraí agus seirbhísí. Trínár dtacaíocht do *Log On, Learn,* tá an deis á thairiscint ag An Post, i gcomhar le Intel agus Microsoft, do dhaoine óga agus aosta i bpobail ar fud na hÉireann chun teagmháil a dhéanamh le chéile agus a gcuid spéiseanna siamsaíochta a chleachtadh.

I measc na ndaoine a ndearnadh suirbhé orthu, bhí aitheantas 78% acu d'fhógra *Log On, Learn* faoi dheireadh 2009, agus bhí cuimhne ag 40% de na daoine ar chur chun cinn litearthacht na teicneolaíochta i measc daoine aosta.

Tá gach áit ar an gclár líonta don chuid eile de théarma scoile 2009/2010. Chríochnaigh 3,600 seanóirí an clár agus bhí os cionn 200 scoil ar fud na tíre rannpháirteach.

Thosaigh rannpháirtíocht An Post sa rothaíocht ar dtús i 2008 agus tá sé ar cheann de na príomhurraite tráchtála ar an spórt in Éirinn anois. Tá an punann cuimsitheach gníomhaíochta seo tugtha chun críche le Sraith Rothaíochta An Post. Togra rothaíochta pobail is ea an tSraith. Idir mí Bhealtaine agus mí Mheán Fómhair 2009, ghlac 5,500 rothaí páirt i Sraith Rothaíochta An Post.

Rothaithe club, cairde, teaghlaigh, comhghleacaithe oibre agus rothaithe lándáiríre a bhí iontu seo a ghlac páirt i rannpháirtíocht slua, in imeachtaí rothaíochta pobail, ar son an spraoi nó mar dhúshlán tromchúiseach. Bíonn tionchar suntasach eacnamaíoch ag an tSraith agus meastar gur caitheadh ó €230,000 i gceantar thuaisceart an Chláir agus timpeall €450,000 in eacnamaíocht Dhún Garbháin i nDúshlán Seán Kelly, agus ghnóthaigh Sligeach, An Mhí agus Corcaigh a sciar féin den bhuntáiste eacnamaíoch. Déanann Comhpháirtíochtaí Áitiúla Spóirt an tSraith a chomhordú i gcomhar lena gclubanna rothaíocha, agus le comhpháirtithe áitiúla agus contae. Tugann An Post agus An Chomhairle Spóirt tacaíocht don togra ag an leibhéal náisiúnta agus áitiúil d’fhonn rannpháirtíocht a spreagadh sa spórt ag gach leibhéal cumais.

Bhí *Leaders*, taispeántas grianghrafadóireachta a chuireann béim ar a bhfuil á ndéanamh ag líonraí na n-imirceach in Éirinn, ar siúl i mí Bhealtaine i gColáiste na Tríonóide, Baile Átha Cliath. Is taifead é an taispeántas ar obair agus ar éachtaí ocht nduine agus n-eagraíocht déag ó thaobh stocaireacht ar son cearta, ceisteanna inscne, cultúr, na meáin, agus creideamh, cuirtear béim ann ar an gcaoi a ndéanann na líonraí seo an t-imeascadh sóisialta, cultúrtha agus polaitiúil in Éirinn a áisiú. Tá ár dtaispeántas *Leaders* i mbuanchónaí i bPáirc an Chrócaigh anois mar a mbíonn lucht féachana náisiúnta aige a bhíonn ag síorathrú. Bhí deis ag níos mó ná 1.7 milliún duine an taispeántas a fheiceáil i 2009. Ba é Togra Imirce na Tríonóide a d’eagraigh an taispeántas poiblí le tacaíocht ó An Post.

### The Disability Act

## Cuireann an tAcht Míchumais, 2005, an dualgas ar eagraíochtaí poiblí a chinntiú go mbíonn a bhfoirgnimh phoiblí agus a gcuid seirbhísí, a oiread agus is féidir, inrochtaine do dhaoine le míchumais.

Tá na limistéirí d’fhoirngimh atá inrochtaine don phobal le bheith inrochtaine faoin mbliain 2015 ar a dhéanaí. Ar an iomlán, tá An Post suas chun dáta lena thiomantas maidir le rochtain faoin Acht. Is ar bhonn conartha a fheidhmítear formhór na n-oifigí poist áfach, faoi mháistrí nó máistreásaí poist atá ceaptha ag An Post agus níl sé de chumhacht ag an gCuideachta oibleagáid a chur orthu a n-áitribh a athrú. Rinne an Chuideachta teagmháil leo go léir áfach; cuireadh riachtanais an Acht Míchumais in iúl dóibh; agus spreagadh iad chun dul i ngleic le haon fhadhbanna rochtana a bheadh ar a n-áitreabh. Éilítear ar gach máistir nó máistreás poist nua áitreabh inrochtaine a sholáthar. Chomh maith leis sin, cuireadh clár chun lúbanna ionduchtaithe éisteachta a shuiteáil dóibh siúd le deacracht éisteachta i gcrích go rathúil i 2009.

# EAGRÁIN STAMPAÍ AGUS FOILSEACHÁIN STAMPSHANAIS

**Thug an tSeirbhís Stampshanais ómós do 24 ábhar ar leith i 2009 nuair a d'eisigh siad 48 stampa speisialta agus comórtha. I measc bhuaicphointí chlár stampaí na bliana 2009 bhí Comóradh 250 Bliain Ghrúdlann Guinness a comóradh le stampa fada speisialta ar a raibh íomhá an bhunaitheora, an daonchara Arthur Guinness.**

Bhain suntas ar leith leis an stampa a eisíodh mar chomóradh dhá chéad bliain ar bhreith Louis Braille, a eisíodh i mí Eanáir 2009, mar go raibh Braille in úsáid ann. Ba ócáid shuntasach don Chuideachta í an bhliain 2009 mar go raibh bunú An Post 25 bliain roimhe sin á chomóradh. Eisíodh 10 stampa a léirigh gnéithe éagsúla dár ngnó agus ghlac siad áit na leabhrán agus na mboscaí deifnídeacha don bhliain.

Bhí rás Aigéin Volvo ag stopadh ar feadh tamaill i nGaillimh i mí Bhealtaine 2009, agus dhear an t-ealaíontóir clúiteach Vincent Killowry dhá stampa don ócáid. Léirigh na stampaí iomaitheoir na hÉireann i mbun gnímh sa rás luamh timpeall an domhain ar a dtugtar 'Everest na Seoltóireachta'.

I measc eisiúintí suntasacha eile a rinne Seirbhís Stampshanais na hÉireann bhí stampa i bhfoirm diamaint mar cheiliúradh 150 bliain ar bhunú an Irish Times, íomhá James Larkin agus é ag labhairt le slua ar stampa comórtha do bhunú an ITGWU, agus trí stampa i bhfoirm portráidí d'eisiúint na nDrámadóirí Nua-aimseartha Éireannacha.

Chomh maith le stampaí bliantúla speisialta agus stampaí comórtha, d'eisigh an tSeirbhís Stampshanais cúig Mhionduilleog, Leabhrán Ardghradaim do Chumadóirí Clasaiceacha agus tacar priontaí d'eisiúint Rás Aigéin Volvo.

Clóbhualadh réimse de tháirgí bliantúla chomh maith, lena n-áirítear Pacáiste Bliana agus bailiúchán Clúdaigh Céad lá. Foilsíodh bliainiris Stampaí na hÉireann arís leis an gcaighdeán is airde deartha agus íomháíochta le léargas a thabhairt ar gach eagrán ón chlár bliantúil, le heagrán caighdeánach agus eagrán galánta.

# RÁITIS AIRGEADAIS

## Clár

# Tuarascáil na Stiúrthóirí

**Is cúis áthais do na stiúrthóirí an séú Tuarascáil Bhliantúil agus Fiche maraon le ráitis airgeadais iniúchta an Ghrúpa don bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2009, a chur i láthair i gcomhlíonadh a gcuid dualgas faoi Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009.**

## 1. An Grúpa agus a Phríomhghníomhaíochtaí

Feidhmíonn an Chuideachta an tseirbhís náisiúnta poist agus seirbhís tarchur airgid agus cuireann sí seirbhísí gníomhaire ar fáil do Ranna Rialtais, do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, do Chomhlacht an Chrannchur Náisiúnta, Postbank Ireland Limited agus comhlachtaí eile.

Tá gnáthscair amháin ag an Aire Airgeadais agus tá an chuid eile den scairchaipiteal eisithe i seilbh an Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha.

Tugtar sonraí faoi na gníomhaíochtaí a dhéanann fofhiontair, fiontair chomhlachaithe agus comhfhiontair, maraon leis an bhfaisnéis a éilítear in Alt 158 d'Acht na gCuideachtaí, 1963 i Nóta 24 do na Ráitis Airgeadais.

## 2. Torthaí

Tá sonraí faoi thorthaí na bliana leagtha amach sa chuntas comhdhlúite brabúis agus caillteanais ar leathanach 54 agus sna nótaí gaolmhara do na ráitis airgeadais. Ní mholann na Stiúrthóirí go n-íocfaí díbhinn don bhliain.

## 3. Athbhreithniú Gnó

€5.7m de bhrabús oibriúcháin a bhí ann don bhliain, le corrlach brabúis de 0.7%. I bhfianaise thionchar an chúlú eacnamaíochta a bhí ann i 2009, is toradh sásúil é seo. Tá tionchar an chúlú le feiceáil sa laghdú láimhdeachais, a thit ó €850m i 2008 go €804m don bhliain reatha. Thit croí-ioncam poist 10% sa bhliain 2009. Ach tháinig méadú ar ioncam na nOifigí Poist, a ghnóthaigh ón bhfás leanúnach i méid na mbeartanna sa líonra miondíola. Ghníomhaigh an chuideachta go mear chun tabhairt faoin laghdú ioncaim seo trí laghdú a dhéanamh ar na costais oibriúcháin a thit ó €819m i 2008 go €798m i 2009 agus trí shruthanna nua ioncaim a ghiniúint as scairshealbhóireacht 53.6% a fháil sa Gift Voucher Shop agus scairshealbhóireacht 100% in Jordan and Co International sa Ríocht Aontaithe. B'ionann an toradh agus caillteanas €29m tar éis cánach.

Leis an meath a tharla i luach na sócmhainní pinsin i 2008 bhí glanchostas úis de €21m ann. Tháinig téarnamh ar luach sócmhainní na scéime pinsin i rith na bliana 2009 agus dá thoradh sin bhí brabús achtúireach €188m ag na pleananna iarfhostaíochta. Mar thoradh air sin, tá an t-easnamh pinsin laghdaithe ó €582m ag an 31 Nollaig, 2008 go €403m ag an 31 Nollaig, 2009. Tháinig laghdú freisin i nglandliteanais sa chlár comhardaithe don Ghrúpa go €48m ag an 31 Nollaig, 2009 i gcomparáid le glandliteanais de €199m ag an 31 Nollaig, 2008.

Tá sé beartaithe ag scairshealbhóirí Postbank Ireland Ltd, BGL BNP Paribas Fortis agus An Post, gan leanúint ar aghaidh lena gcomhfhiontar níos faide ná an bhliain féilire 2010. Ba €10.7m sciar an Ghrúpa de chaillteanas oibriúcháin an chomhfhiontair (2008: €9.7m).

Tá an fhaisnéis a éilítear i Rialachán 37 de Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Cuideachtaí: Cuntais Ghrúpa), 1992, áirithe sa bhfaisnéis a thugtar ar leathanaigh 6 go 21.

Tugann na stiúrthóirí agus an lucht bainistíochta aird ar réimse de phríomhtháscairí feidhmíochta (PTF) chun monatóireacht a dhéanamh ar fheidhmíocht, agus cuirtear iad seo a leanas san áireamh:

| PTF | Feidhmíocht i 2009 | Feidhmíocht i 2008 |
|---|---|---|
| **Brabús Oibriúcháin** | | |
| Brabús oibriúcháin mar chéatadán den láimhdeachas | 0.7% | 3.7% |
| Costais foirne agus máistrí poist mar chéatadán den láimhdeachas | 73.8% | 73.2% |
| Costais oibriúcháin eile mar chéatadán den láimhdeachas | 26.2% | 26.8% |
| Airgead sa bhanc agus ar lámh | €287.6m | €350.5m |
| **Foireann - Meánchóibhéis Lánaimseartha (CLA)** | | |
| Cuideachta | 10,498 | 10,671 |
| Fochuideachtaí* | 356 | 299 |
| Grúpa | 10,854 | 10,970 |
| Ráta reatha CLA na cuideachta ag deireadh na bliana | 9,955 | 10,357 |
| **Gnó Poist** | | |
| Innéacs croí-ioncaim ó litreacha | (10.0%) | (2.1%) |
| Caighdeán na seirbhíse (náisiúnta) - píosa tosaíochta aonair a seachadadh an chéad lá eile** | 84% | 79% |
| **Gnó Miondíola** | | |
| Bearta leasa sóisialta | 42.0m | 36.4m |
| Bearta Íoc Billí | 25.2m | 24.5m |
| Díolacháin ceadúnais teilifíse (mílte) | 1,436k | 1,430k |
| Táirgí Infheistíochta - Glan-insreabhadh ciste | €1,412m | €611m |
| Banc Taisce an Phoist - Glan-insreabhadh ciste | €103m | €456m |
| Duaisbhannaí - Glan-insreabhadh ciste | €268.5m | €175.3m |
| Buirgléireacht agus Robáil - líon na dteagmhas | 100 | 60 |
| **Seirbhís do Chustaiméirí** | | |
| Gearáin i scríbhinn | 28,562 | 29,986 |
| Fiosrúcháin ar an teileafón | 353,162 | 351,679 |

** Méadú mar gheall ar fhochuideachtaí a fuarthas i rith na bliana*
*** Figiúirí don bhliain iomlán de réir ComReg Monitor.*

De réir an cheanglais anailís a dhéanamh ar na príomhrioscaí agus na neamhchinnteachtaí atá ann d'fhorbairt an Ghrúpa agus na Cuideachtaí, aithníodh na nithe seo a leanas:
- cúinsí ginearálta eacnamaíochta;
- an gá atá le cláir athraithe aontaithe a fhorfheidhmiú go hiomlán;
- bagairtí iomaíocha ar ioncam poist;
- tionchar an liobrálaithe;
- praghsanna dóthanacha a bhaint amach ar son seirbhísí;
- an gá atá le spriocanna caighdeán seirbhísí a bhaint amach agus a choinneáil;
- caillteanas ionchasach seirbhísí suntasacha gníomhaireachta;
- na socruithe maidir le rochtain iarmhartach ar sheirbhísí poist; agus
- teip i ndáil le saincheisteanna caidreamh tionsclaíochta a réiteach trí phróisis chomhaontaithe.

Tá anailís déanta ag na stiúrthóirí orthu seo agus ar rioscaí eile agus tá cláir oiriúnacha curtha ar bun chun bainistiú agus rialú a dhéanamh ar na rioscaí seo. Sa Ráiteas maidir le Rialachas Corparáideach ar leathanaigh 39 go 45 leagtar amach na beartais agus an chur chuige maidir le rioscaí, agus na nósan na imeachta agus na freagrachtaí inmheánacha a bhaineann leo.

### 4. Na Stiúrthóirí, an Rúnaí agus a gcuid Leasanna

Rinneadh na hathruithe seo a leanas i gcomhdhéanamh an Bhoird ó dháta thuarascáil na stiúrthóirí roimhe seo:

Alan Sloane, Uasal, scoir ar an 31 Nollaig, 2009, athcheapadh é ar an 1 Eanáir, 2010.
Patrick Davoren, Uasal, d'éirigh as ar an 21 Feabhra, 2010.

Ní raibh leas ar bith i scaireanna ná i mbintiúirí na Cuideachta ná aon chuideachta sa Ghrúpa ag tús na bliana (nó ag an dáta ceapacháin má bhí níos déanaí) ná ag deireadh na bliana (2008: Tada).

### 5. Fostaithe

Is fostóir comhdheiseanna é an Grúpa. Breithnítear gach iarratas ar fhostaíocht go hiomlán agus go cóir, tugtar aird chuí ar infheidhmeacht agus ar chumas an duine agus ar riachtanais an phoist a bhíonn i gceist. Caitear le gach duine ar an gcaoi chéanna ó thaobh oiliúna, forbairt ghairme agus ardú céime. Deimhníonn An Post go sáraíonn fostaíocht daoine le míchumais an sprioc de 3% a leagadh amach faoin Acht um Mhíchumais, 2005.

Tá An Post tiomanta do na caighdeáin sábháilteachta agus cleachtais sábháilte is airde a chinntiú dá fhostaithe, dá chonraitheoirí agus do bhaill an phobail de réir an Acht um Shábháilteacht, Sláinte agus Leas ag an Obair, 2005. I 2009, bhí 35 timpiste le cailliúint ama ann do 1,000 fostaí. Is feabhsú 13% é seo ar an mbliain 2008. Ar an drochuair, bhain gortú marfach d'fhostaí i dtimpiste bóthair i 2009.

Tá sprioc de nialas i dtimpistí le cailliúint ama ag An Post. D'fhonn cabhrú leis an sprioc seo a bhaint amach, tá An Post ag tabhairt faoi chlár feabhsú sábháilteachta ina ndéanfar nuachóiriú ar bheartais a Chóras Bainistiú Sábháilteachta agus ar a nósanna imeachta ar mhaithe le creidiúnú chaighdeán OHSAS 18001:2007 a bhaint amach. Chomh maith leis sin, d'fhreastail 1,848 fostaí ar chúrsaí sonracha oiliúna sa tsábháilteacht i rith na bliana 2009, agus d'fhreastail a lán eile ar chúrsaí ina raibh béim ar shábháilteacht mar ghné. Tuigtear do An Post go mbaineann íoschaighdeán inghlactha lena oibleagáidí dlíthiúla, agus dá bhrí sin tá a dhícheall á dhéanamh ag An Post feasacht na bhfostaithe agus na gconraitheoirí faoi riachtanas na gcaighdeán sábháilteachta is airde a mhéadú.

### 6. Íoc Pras Cuntas

Is é beartas An Post riachtanais na reachtaíochta ábhartha maidir le híoc pras cuntas a chomhlíonadh. Is iad gráth-théarmaí an Ghrúpa maidir le creidmheas a ghlacadh, mura sonraítear a mhalairt i socraithe sonracha conartha, ná 30 lá. Tá rialuithe inmheánacha cuí ann, lena n-áirítear róil agus freagrachtaí atá sainmhínithe go soiléir agus tuairisciú agus athbhreithniú míosúil ar chleachtais íocaíochta. Tugann na nósanna imeachta seo dearbhú réasúnta nach bhfuil absalóideach in aghaidh neamhghéilliúntas ábhartha do na rialacháin.

### 7. Taifid Chuntasaíochta

Trí fhoireann chuntasaíochta le saineolas cuí a fhostú agus acmhainní dóthanacha a sholáthar don fheidhm airgeadais, creideann na stiúrthóirí go bhfuil riachtanais Alt 202 d'Acht na gCuideachtaí, 1990 maidir le leabhair chuntais comhlíonta acu. Coinnítear leabhair chuntais na Cuideachta ag áitreabh na Cuideachta ag Ard-Oifig an Phoist, Sráid Uí Chonaill, Baile Átha Cliath 1.

### 8. Iniúchóir

De réir Alt 160(2) d'Acht na gCuideachtaí, 1963, leanfaidh an t-iniúchóir, KPMG, Cuntasóirí Cairte, de bheith in oifig.

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir
*25 Márta, 2010*

# Rialachas Corparáideach

**Is tosaíocht leanúnach ag stiúrthóirí An Post é ardchaighdeáin a choinneáil do rialachas corparáideach. Agus beartas don rialachas corparáideach á fhorbairt, theastaigh ón mBord éifeacht a thabhairt don Chód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit, arna eisiúint ag an Roinn Airgeadais, agus do phríomhphrionsabail agus do phrionsabail tacaíochta an rialachais chorparáidigh mar atá imlínithe i gComhchód arna eisiúint ag Comhairle Tuairiscithe Airgeadais na Ríochta Aontaithe. Cé nach bhfuil baint dhíreach ag forálacha an Chomhchóid ach le cuideachtaí liostaithe, creideann an Bord go gcuidíonn a bhfeidhmiú, nuair is cuí, leis An Post i gcomhlíonadh an chleachtais is fearr don rialachas corparáideach.**

Tá na stiúrthóirí freagrach do na scairshealbhóirí as an dearialachas corparáideach agus tugann an tuarascáil seo aghaidh ar an gcaoi a gcuirtear an Cód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit agus príomhphrionsabail agus prionsabail thacaíocht an Chomhchóid i bhfeidhm in An Post.

## An Bord

Is é an Bord Stiúrthóirí a rialaíonn an Grúpa. Is iad príomhrólanna an Bhoird maoirsiú a dhéanamh ar oibriúchán an Ghrúpa, cinnireacht a sholáthar, cuspóirí straitéiseacha a fhaomhadh agus a chinntiú go gcuirtear na hacmhainní airgeadais agus eile atá riachtanach ar fáil ionas gur féidir na cuspóirí sin a bhaint amach. Tagann an Bord le chéile uair sa mhí agus fágtar cinntí faoi ábhair áirithe faoin mBord go sonrach.

Áirítear ar na freagrachtaí sonracha a fhágtar faoin mBord: straitéis an Ghrúpa a shocrú agus buiséad bliantúil agus teilgin mheántéarma a fhaomhadh; feidhmíocht oibriúcháin agus feidhmíocht airgeadais a athbhreithniú; mórchaiteachas caipitil a fhaomhadh; córais rialaithe airgeadais agus bainistithe rioscaí an Ghrúpa a athbhreithniú; a chinntiú go bhfuil pleananna forbartha bainistíochta agus pleananna comharbais cuí ann; feidhmíocht chomhshaoil, sláinte agus sábháilteachta an Ghrúpa a athbhreithniú; ceapachán Rúnaí na Cuideachta a fhaomhadh; agus a chinntiú go mbeidh idirphlé sásúil á dhéanamh leis na scairshealbhóirí.

Tá na freagrachtaí seo a leanas tarmligthe ag an mBord chuig an mbainistíocht: pleananna straitéiseacha le haghaidh breithniú an Bhoird, a léiríonn cuspóirí agus tosaíochtaí níos fadtéarmaí arna mbunú ag an mBord a fhorbairt agus a mholadh; straitéisí agus beartais an Ghrúpa, arna gcinneadh ag an mBord, a fheidhmiú; monatóireacht a dhéanamh ar torthaí oibriúcháin agus airgeadais in aghaidh pleananna agus buiséid; tosaíocht a thabhairt do leithdháileadh acmhainní teicniúla agus acmhainní daonna; agus córais bhainistiú rioscaí a fhorbairt agus a fheidhmiú.

## Róil an Chathaoirligh agus an Phríomhfheidhmeannaigh

Is é an Cathaoirleach a stiúrann an Bord lena straitéis a chinneadh agus lena chuspóirí a bhaint amach. Tá an Cathaoirleach freagrach as gnó an Bhoird a eagrú, éifeachtacht an Bhoird a chinntiú agus clár oibre an Bhoird a leagan amach. Áisíonn an Cathaoirleach obair éifeachtach gach stiúrthóra agus caidreamh úsáideach idir an stiúrthóir feidhmeannach agus na stiúrthóirí eile, cinntíonn go bhfaigheann stiúrthóirí faisnéis chruinn, thráthúil, agus shoiléir agus bainistíonn sé cumarsáid éifeachtach le scairshealbhóirí.

Tá an Príomhfheidhmeannach i gceannas an Ghrúpa go díreach, ar bhonn lá go lá, agus tá sé freagrach as feidhmíocht airgeadais agus oibriúcháin an Ghrúpa.

## An Stiúrthóir Neamhspleách Sinsearach

Bhreithnigh an Bord an cheist maidir le comhalta dá gcuid, sa bhreis ar an gCathaoirleach a ainmniú ina Stiúrthóir Neamhspleách Sinsearach, ach creideann an Bord i gcónaí, nach bhfuil an moladh seo de chuid an Chomhchóid infheidhme i bhfianaise struchtúr dlíthiúil An Post.

### Stiúrthóirí agus Neamhspleáchas na Stiúrthóirí

Is é an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha a cheapann gach stiúrthóir don Bhord agus leagtar amach na coinníollacha a bhainfidh lena gceapacháin agus a dtáillí i scríbhinn. Déantar fostaithe a thoghadh mar stiúrthóirí de réir na nAchtanna um Páirteachas Lucht Oibre (Fiontair Stáit) 1977 go dtí 1993 ar feadh téarma ceithre bliana. Déantar máistir poist a thoghadh mar stiúrthóir de réir Alt 81 den Acht Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide, 1983 ar feadh téarma trí bliana. Ceapfar na stiúrthóirí eile ar fad ar feadh téarma buan, téarma cúig bliana de ghnáth.

Tá 14 déag stiúrthóirí ar an mBord, mar atá: An Príomhfheidhmeannach, 14 fostaí mar stiúrthóirí, máistir poist amháin mar stiúrthóir, agus ochtar stiúrthóirí nach feidhmeannaigh iad. Tugtar ainmneacha agus sonraí beathaisnéise na stiúrthóirí ar leathanaigh 4 agus 5. Tá postanna an Chathaoirligh agus an Phríomhfheidhmeannaigh ag daoine éagsúla. Mar gheall ar a stádas mar Chuideachta faoi úinéireacht iomlán an Stáit agus freagracht a príomhscairshealbhóra ó thaobh ceapadh stiúrthóirí, creideann an Bord nach bhfuil na critéir a bhíonn in úsáid le neamhspleáchas stiúrthóirí cuideachta atá liostaithe a bhreithniú oiriúnach d'imthosca An Post. Dá thoradh sin, níl meastóireacht déanta ag an mBord ar neamhspleáchas na stiúrthóirí in aghaidh na gcritéar atá leagtha amach sa Chomhchód.

Éilíonn an Comhchód ar an gCathaoirleach cruinnithe a thionól leis na stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin gan an stiúrthóir feidhmiúcháin a bheith i láthair. Tá nósanna imeachta foirmeáilte ag an mBord maidir leis seo.

Tá sé de cheart ag na Stiúrthóirí a chinntiú go ndéantar taifead i miontuairiscí an Bhoird ar aon ábhar imní neamhréitithe a bheadh acu maidir le feidhmiú an Ghrúpa. Má bhíonn aon ábhar imní den sórt sin acu, féadfaidh siad, agus iad ag éirí as a bpost, ráiteas i scríbhinn a sholáthar don Chathaoirleach, le dáileadh ar an mBord.

Tabharfar rochtain ar chomhairle ghairmiúil neamhspleách do na stiúrthóirí, ar chostas an Ghrúpa, nuair a mheasfaidh na stiúrthóirí go bhfuil sin riachtanach chun a bhfreagrachtaí mar stiúrthóirí a chomhlíonadh.

### Forbairt Ghairmiúil

Nuair a cheapfar stiúrthóirí nua, beidh orthu uile a bheith páirteach i gclár insealbhaithe mar a bhfaighidh siad faisnéis faoin nGrúpa, faoi ról an Bhoird agus na hábhair a fhágtar faoin mBord le cinneadh, faoi théarmaí tagartha agus comhaltas an phríomh-Bhoird agus Coistí an Bhoird, faoi chleachtais agus nósanna imeachta rialachas chorparáideach an Ghrúpa, lena n-áirítear na freagrachtaí a tharmligtear chuig bainistíocht shinsearach an Ghrúpa, agus an fhaisnéis airgeadais is déanaí maidir leis an nGrúpa. Go hiondúil beidh cruinnithe forlíontacha acu freisin le feidhmeannaigh tábhachtacha sinsearacha. Beidh na stiúrthóirí á dtabhairt cothrom le dáta go leanúnach trí mhionteagaisc i scríbhinn agus trí chruinnithe a thionól le feidhmeannaigh shinsearacha, le linn a dtréimhse i seilbh oifige, maidir le gnó an Ghrúpa, na timpeallachtaí iomaíocha agus rialaithe ina bhfeidhmíonn sé, cúrsaí a bhaineann le freagracht chorparáideach shóisialach agus athruithe eile a mbeidh tionchar acu ar an nGrúpa agus an tionscal poist ina iomlán. Cuirtear stiúrthóirí ar an eolas freisin, nuair a cheapfar iad, i scríbhinn agus trí chruinnithe pearsanta le Rúnaí na Cuideachta, maidir lena bhfreagrachtaí agus oibleagáidí ó thaobh an dlí agus eile agus iad ina stiúrthóirí. Tabharfar cothrom le dáta iad chomh maith maidir le hathruithe ar riachtanais rialachais agus dlí an Ghrúpa agus orthu féin mar stiúrthóirí.

### Meastóireacht Feidhmíochta

Tá próiseas foirmiúil glactha agus á fheidhmiú ag an mBord don mheastóireacht bhliantúil ar a fheidhmíocht féin agus ar a bpríomhChoistí. Creideann an Bord go mbeadh sé mí-oiriúnach aon mheastóireacht bhreise eile a thabhairt isteach ar stiúrthóirí aonaracha mar gheall ar an gcaoi a gceaptar stiúrthóirí, an struchtúr scairshealbhóireachta agus nósanna imeachta an Bhoird atá ann cheana.

### Rúnaí na Cuideachta

Is fostaí lánaimseartha de chuid An Post é Rúnaí na Cuideachta. Tá Rúnaí na Cuideachta freagrach as an mBord a chomhairliú ar na nithe rialachais ar fad tríd an gCathaoirleach. Tá rochtain ag gach stiúrthóir ar chomhairle agus seirbhísí Rúnaí na Cuideachta. Forálann Airteagail Chomhlachais na Cuideachta gur cúrsaí don Bhord iomlán iad Rúnaí na Cuideachta a cheapadh agus a bhriseadh as a phost.

### Faisnéis

Dáilítear tuarascálacha agus páipéir go rialta ar na stiúrthóirí, ar shlí thráthúil agus iad ag ullmhú do chruinnithe Boird agus Coistí. Bíonn faisnéis a bhíonn iarrtha go sonrach ag stiúrthóirí mar fhorlíonadh do na páipéir sin ó am go ham.

Faigheann na stiúrthóirí cuntais mhíosúla bainistíochta agus tuairiscí bainistíochta agus faisnéis rialta a chuireann ar a gcumas feidhmíocht an Ghrúpa agus feidhmíocht na bainistíochta a scrúdú i gcomparáid le cuspóirí atá aontaithe.

### Caidreamh le Scairshealbhóirí

Bíonn cumarsáid leanúnach maidir le saincheisteanna straitéiseacha, ag an mBord agus ag an mbainistíocht le scairshealbhóirí na Cuideachta. Tugann an Cathaoirleach agus an Príomhfheidhmeannach aiseolas don Bhord maidir le saincheisteanna a chuireann na scairshealbhóirí faoina mbráid. Go hiondúil freastalaíonn na stiúrthóirí ar fad ar an gCruinniú Ginearálta Bliantúil agus iarrtar ar scairshealbhóirí ceisteanna a chur i rith an chruinnithe agus casadh le stiúrthóirí nuair a bhíonn na himeachtaí foirmiúla críochnaithe.

### Rialú Inmheánach

Tá próiseas leanúnach ann chun na rioscaí suntasacha a thagann os comhair an Ghrúpa a aithint, a mheas agus a bhainistiú. Athbhreithníonn na stiúrthóirí an próiseas sin atá bunaithe ar an gComhchód Treorach do stiúrthóirí arna eisiúint ag Institiúid na gCuntasóirí Cairte i Sasana agus sa Bhreatain Bheag (Treoir Turnbull), go tréimhsiúil, agus bhí an próiseas i bhfeidhm ar feadh na tréimhse cuntasaíochta agus suas go dtí an dáta ar faomhadh na ráitis airgeadais.

De réir threoir choiste Turnbull, tá na stiúrthóirí freagrach as córas rialaithe inmheánaigh an Ghrúpa, ba chóir dóibh beartais chuí ar rialú inmheánach a leagan amach, dearbhú rialta a lorg a chuirfidh ar a gcumas a bheith sásta go bhfuil an córas ag feidhmiú go héifeachtach agus ba chóir dóibh a chinntiú go bhfuil éifeacht ag an gcóras rialaithe inmheánaigh maidir le rioscaí a bhainistiú ar an tslí atá faofa acu. Tá córas den sórt sin leagtha amach chun rioscaí gnó a bhainistiú seachas deireadh a chur leo agus ní thugann an córas ach dearbhú réasúnta seachas dearbhú iomlán in aghaidh caillteanais nó mí-ráitis ábhartha.

Rinne na stiúrthóirí athbhreithniú leanúnach ar éifeachtacht chóras rialuithe airgeadais agus neamhairgeadais an Ghrúpa i rith 2009, lena n-áirítear rialuithe oibriúcháin agus géilliúntais, bainistiú riosca agus socruithe rialaithe inmheánaigh ardleibhéal an Ghrúpa. Áirítear measúnacht bainistíochta ar rialuithe inmheánacha, dearbhú bainistíochta ar chothabháil rialuithe, tuairiscí ó na hiniúchóirí inmheánacha agus tuairiscí ó na hiniúchóirí seachtracha maidir le nithe a aithníodh le linn a gcuid oibre iniúchta reachtúil, ar na hathbhreithnithe sin.

Breathnaíonn an Grúpa ar bhainistiú cúramach riosca mar phríomhghníomhaíocht bainistíochta. Is príomhghné de gach gníomhaíocht é riosca gnó a bhainistiú chun deiseanna a sheachadadh. Déantar é sin trí úsáid a bhaint as creat oibre solúbtha simplí a sholáthraíonn slí mharthanach sheasmhach chun luachanna an Ghrúpa a fheidhmiú. Ba chóir go mbeadh tuiscint ar na rioscaí gnó sin, ar féidir leo a bheith ina rioscaí straitéiseacha, rioscaí oibriúcháin, rioscaí clúiteacha, rioscaí airgeadais nó rioscaí comhshaoil, agus ba chóir go mbeidís intuigthe agus infheicthe. Is é an comhthéacs gnó maidir le gach cás a chinneann an leibhéal riosca agus rialuithe inghlactha.

Tá an bhainistíocht freagrach as rioscaí shuntasacha a aithint agus a mheas agus as rialuithe inmheánacha cuí a leagan amach agus a fheidhmiú. Déantar measúnú ar na rioscaí sin, a thagann as foinsí éagsúla seachtracha agus inmheánacha, ar bhonn leanúnach. Tuairiscíonn an bhainistíocht chuig an mBord go rialta, ar na príomhbhunrioscaí sa ghnó agus ar an tslí a mbainistítear na rioscaí sin. Tuairiscíonn an bhainistíocht chuig an mBord freisin maidir le haon athruithe suntasacha ar ghnó an Ghrúpa agus ar aon rioscaí a bhaineann le hathruithe den sórt sin. Is cuid lárnach den timpeallacht rialaithe inmheánach é an próiseas a úsáidtear chun rioscaí lárnacha a aithint agus a bhainistiú.

Is iad seo a leanas na príomhnósanna imeachta a bhunaigh na stiúrthóirí ag féachaint do rialú inmheánach éifeachtach a sholáthar:

- Fócas soiléir ar chuspóirí gnó arna gcinneadh ag an mBord tar éis freagrachtaí reachtúla agus próifíl riosca gnó an Ghrúpa a bhreithniú.
- Struchtúr eagrúcháin sainmhínithe le línte freagrachta soiléire, tarmligean údarais, agus dualgais a dheighilt a leagfar amach chun timpeallacht rialaithe thairbheach a chothú.
- Próiseas bainistithe riosca a bhreithneoidh straitéis agus forbairt an ghnó i gcomhthéacs an phróisis bhliantúil buiséid agus pleananna airgeadais agus spriocanna feidhmíochta á socrú agus á n-athbhreithniú ag an mBord de réir chuspóirí foriomlána an Ghrúpa.
- Córas tuairisceoireachta agus rialaithe a chinntíonn go mbíonn gnónna aonair ag tuairisciú chuig an mBord ar bhonn leanúnach faoina ndul chun cinn i leith cuspóirí a bhaint amach. Clúdaíonn an córas tuairisceoireachta feidhmíocht oibriúcháin agus airgeadais araon, tarlaíonn sé ar bhonn tráthúil agus cinntíon sé go ndéantar éagsúlachtaí buiséid a scrúdú agus go dtéitear i ngleic leo go pras.
- Feidhm iniúchta inmheánach a dhéanfaidh monatóireacht ar chomhlíonadh beartas agus éifeachtacht rialú inmheánach laistigh de ghnólachtaí an Ghrúpa. Díreofar oibriú na feidhme iniúchta inmheánaigh ar na réimsí is mó riosca don Ghrúpa.
- An Coiste Iniúchóireachta agus Slándála, coiste ar leibhéal an Bhoird, a fhaomhóidh pleananna iniúchta inmheánaigh agus seachtracha agus a bheidh ag déileáil le saincheisteanna rialaithe suntasacha a thabharfaidh na hiniúchóirí inmheánacha agus seachtracha ar aird.

### Freastal ar chruinnithe an Bhoird, An Choiste Luach Saothair agus an Choiste Iniúchóireachta agus Slándála

Tionóladh deich gcruinniú Boird i rith na bliana dar críoch an 31 Nollaig, 2009, agus tá taifead freastail gach stiúrthóra tugtha sa tábla seo a leanas:

| Ainm | I dTeideal Freastal | D'fhreastail |
|---|---|---|
| John Fitzgerald | 10 | 10 |
| Patrick Compton | 10 | 10 |
| Jerry Condon | 10 | 10 |
| Donal Connell | 10 | 10 |
| Anne Connolly | 10 | 10 |
| Paddy Costello | 10 | 10 |
| Patrick Davoren | 10 | 10 |
| Louise English* | 10 | 5 |
| Ciara Hurley | 10 | 7 |
| James Hyland | 10 | 8 |
| Brian McConnell | 10 | 9 |
| Gerry O'Toole | 10 | 10 |
| John Quinlivan | 10 | 10 |
| Alan Sloane | 10 | 9 |
| Catherine Woods | 10 | 9 |

**Ní raibh Iníon English in ann freastal ar roinnt cruinnithe de dheasca tinnis.*

Tionóladh cúig chruinniú den Choiste Luach Saothair i rith na bliana dar críoch an 31 Nollaig, 2009 agus tá taifead tinrimh gach stiúrtha a bhí i dteideal freastal leagtha amach sa tábla seo a leanas:

| Ainm | I dTeideal Freastal | D'fhreastail |
|---|---|---|
| John Fitzgerald | 5 | 5 |
| Donal Connell | 5 | 5 |
| John Quinlivan | 5 | 5 |
| Catherine Woods | 5 | 4 |

Tionóladh aon chruinniú déag den Choiste Iniúchóireacha agus Slándála i rith na bliana dar críoch an 31 Nollaig, 2009 agus tá taifead tinrimh gach stiúrthóra a bhí i dteideal freastal leagtha amach sa tábla seo a leanas:

| Ainm | I dTeideal Freastal | D'fhreastail |
|---|---|---|
| Louise English* | 11 | 2 |
| Ciara Hurley | 11 | 11 |
| James Hyland | 11 | 11 |

**Ní raibh Iníon English in ann freastal ar roinnt cruinnithe de dheasca tinnis.*

### Luach Saothar na Stiúrthóirí

Cinntear luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh de réir na nósanna imeachta arna n-eisiúint ag an Roinn Airgeadais, a chinneann luach saothair Phríomhoifigigh Feidhmiúchán na gComhlachtaí Tráchtála Stáit faoina coimirce agus tá luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh faoi réir fhaomhú an Choiste um Luach Saothair de chuid Bord An Post agus an Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha. Is é an cuspóir luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh a choinneáil ag leibhéal atá tarraingteach don duine ach a léireoidh luach ar airgead don Ghrúpa ag an am céanna. Braitheann codán de luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh ar a fheidhmíocht agus, ar an tslí sin tá sé nasctha le cuspóirí an Ghrúpa agus an duine féin. Cinneann an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha, le ceadú ón Aire Airgeadais, táillí gach stiúrthóra.

Is ionann na nochtuithe a dhéantar sna ráitis airgeadais seo a bhaineann le luach saothair agus eolas faoi phinsean na stiúrthóirí agus iad sin a éilítear faoi Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009.

### An Coiste Luach Saothair

Tá an Coiste Luach Saothair comhdhéanta faoi láthair de thriúr stiúrthóir neamhfheidhmeannach agus an Príomhfheidhmeannach. Feidhmíonn John Fitzgerald mar Chathaoirleach ar an gCoiste. Bíonn an Príomhfheidhmeannach as láthair nuair a phléitear ábhair a bhaineann lena luach saothair féin. Nuair is gá tugtar cuireadh do dhaoine nach comhaltaí den Choiste iad a bheith i láthair. Is iad seo a leanas príomhdhualgais an Choiste:

- luach saothair, agus téarmaí agus coinníollacha fostaíochta eile de chuid an Phríomhfheidhmeannaigh a chinneadh, thar ceann an Bhoird, faoi réir Beartas an Rialtais lena mbaineann a chomhlíonadh;
- struchtúir pá, agus téarmaí agus coinníollacha baill foirne sinsearacha eile (arna aithint ag Cathaoirleach an Bhoird) a chinneadh thar ceann an Bhoird;
- a bheith curtha ar an eolas faoi fhorbairtí suntasacha i gcaidreamh tionscail agus beartais chaidreamh tionscail a athbhreithniú chun a chinntiú go mbeidh an straitéis ag teacht lena bhfuil bainte amach ag plean gnó An Post agus cinntí a dhéanamh ar chúrsaí den sórt sin, thar ceann an Bhoird;
- feidhmiú thar ceann an Bhoird agus gach cinneadh a dhéanamh maidir le pá agus cúrsaí pá, de réir mar a chinnfidh an Bord, agus
- feidhmiú thar ceann an Bhoird, agus gach cinneadh suntasach a ghlacadh maidir le beartas luach saothair, sochair, grádú foirne, moltaí treas pháirtí agus saincheisteanna gaolmhara.

### An Coiste Iniúchóireachta agus Slándála

Tá an Coiste Iniúchóireachta agus Slándála comhdhéanta faoi láthair de thriúr stiúrthóir neamhfheidhmeannacha a bhfuil taithí ábhartha airgeadais acu le déanaí. Feidhmíonn James Hyland mar Chathaoirleach ar an gCoiste. Nuair is gá tugtar cuireadh do dhaoine nach comhaltaí den Choiste iad a bheith i láthair. Faoina théarmaí tagartha, tá an Coiste chun cuidiú leis an mBord a fhreagrachtaí a chomhlíonadh trí athbhreithniú neamhspleách ar thuairisciú airgeadais a sholáthar, tríd an gCoiste a shásamh maidir le héifeachtacht rialuithe inmheánacha na Cuideachta agus maidir le leordhóthanacht na n-iniúchtaí seachtracha agus inmheánacha.

Tá an Coiste freagrach as monatóireacht a dhéanamh ar éifeachtacht an phróisis iniúchta seachtraigh agus as moltaí a dhéanamh chuig an mBord i ndáil le hiniúchóirí seachtracha a cheapadh, a athcheapadh agus leis an luach saothair a thabharfar dóibh. Tá sé freagrach as a chinntiú go gcoinnítear caidreamh cuí idir an Grúpa agus na hiniúchóirí seachtracha, lena n-áirítear seirbhísí agus táillí neamh-iniúchta a athbhreithniú. Is gá iniúchóirí seachtracha an Ghrúpa a fhostú le

haghaidh seirbhísí áirithe a bhaineann le hiniúchadh agus seirbhísí áirithe neamh-iniúchta mar thoradh ar riachtanais rialacháin nó riachtanais den sórt sin.

Ar mhaithe le neamhspleáchas an iniúchóra seachtraigh a choinneáil, tá beartais deimhnithe ag an gCoiste Iniúchóireachta agus Slándála faoi na seirbhísí iniúchta agus neamh-iniúchta is féidir le hiniúchóirí seachtracha an Ghrúpa a sholáthar agus faoin bpróiseas faomhaithe a bhaineann leis na seirbhísí seo. Faoi na beartais sin, ní bheidh obair ar nós obair chomhairleach á tairiscint d'iniúchóir seachtrach mura mbeidh éifeachtachtaí soiléire agus sochair bhreisluacha don Ghrúpa ag baint leis, agus é á chinntiú go gcoinnítear oibiachtúlacht agus neamhspleáchas an iniúchóra seachtraigh. Déanann an Coiste Iniúchóireachta agus Slándála monatóireacht ar leibhéal na dtáillí a íoctar leis an iniúchóir seachtrach.

Déanann an Coiste athbhreithniú bliantúil na córais rialaithe inmheánaigh agus na próisis monatóireachta agus meastóireachta maidir le rioscaí a thagann os comhair an Ghrúpa.

Cuidíonn an Coiste leis an mBord freisin, agus nuair is cuí tugann moltaí don Bhord maidir lena fhreagrachtaí i ndáil le slándáil a chomhlíonadh.

Buaileann an Coiste leis an mbainistíocht agus go príobháideach leis na iniúchóir seachtrach.

I 2009, chomhlíon an Coiste Iniúchóireachta agus Slándála a chuid dualgas mar seo a leanas:
- athbhreithniú a dhéanamh ar dhréachtráiteas airgeadais an Ghrúpa don bhliain 2008 sular fhaomhaigh an Bord iad, agus bualadh leis an iniúchóir seachtrach chun a chuid tuarascálacha faoi a athbhreithniú;
- oiriúnacht beartais chuntasaíochta an Ghrúpa a athbhreithniú;
- tionchar cúrsaí tábhachtacha a tharla i rith na bliana ar ráitis airgeadais an Ghrúpa a athbhreithniú;
- acmhainní iniúchta inmheánacha a athbhreithniú, pleananna iniúchta inmheánaigh a fhaomhú, tuairiscí iniúchta inmheánaigh a athbhreithniú agus déileáil le saincheisteanna tábhachtacha maidir le rialú a thug na hiniúchóirí inmheánacha ar aird;
- an táille iniúchta a athbhreithniú agus a fhaomhú agus na táillí neamh-iniúchta iníoctha le hiniúchóir seachtrach an Ghrúpa a athbhreithniú;
- plean an iniúchóra seachtrach maidir le hiniúchadh ar ráitis airgeadais an Ghrúpa do 2009 a athbhreithniú, dearbhú neamhspleáchais na n-iniúchóirí agus dearbhú an táille iniúchta molta, agus na téarmaí rannpháirtíochta maidir le dul i mbun iniúchta a fhaomhú thar ceann an Bhoird;
- na príomhrioscaí don ghnó a athbhreithniú agus dóthanacht chórais aithint riosca agus measúnú riosca an Bhoird a bhreithniú;
- tuarascáil bhliantúil ar chórais rialaithe inmheánaigh an Ghrúpa agus a n-éifeachtacht a athbhreithniú, tuairisc a thabhairt don Bhord ar thorthaí an athbhreithnithe, agus a bheith tugtha cothrom le dáta go rialta maidir le réimsí lárnacha rioscaí rialaithe airgeadais;
- athbhreithniú a dhéanamh ar bheartais slándála agus nósanna imeachta maidir leis an bhfoireann máistrí poist agus custaiméirí a chosaint agus sócmhainní a choinneáil slán agus na beartais agus na nósanna imeachta sin a fheidhmiú agus a chomhlíonadh

Tá nósanna imeachta i bhfeidhm ag an nGrúpa a chinntíonn go mbeidh socruithe oiriúnacha ann ionas go mbeidh fostaithe in ann cúrsaí a d'fhéadfadh a bheith míchuí a thabhairt ar aird faoi rún, agus go mbeadh gníomh leanúna cuí ann chun déileáil leo ina dhiaidh sin. Cruthaíodh slite a chuirfidh ar chumas daoine éagóir a bhraitear a chur in iúl tríd an bpost, trí ghlao gutháin agus trí ríomhphost, gan ainm a thabhairt, más mian leo.

### An Coiste Ainmniúcháin
Ní gá go mbeadh bunú coiste ainmniúcháin á bhreithniú ag an mBord os rud é go bhfuil an t-údarás ar fad a bhaineann le stiúrthóirí a cheapadh dílsithe don Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha le toiliú ón Aire Airgeadais.

### Ráiteas Géilliúntais
Mar a thugtar ar aird thuas, agus an beartas rialachais chorparáidigh á fhorbairt, bhí sé i gceist ag an mBord éifeacht a thabhairt do Chód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit, arna eisiúint ag an Roinn Airgeadais, agus do na príomhphrionsabail agus do na prionsabail thacaíochta dea-rialachais iomchuí a léirítear sa Chomhchód arna eisiúint ag Comhairle Tuairiscithe Airgeadais na Ríochta Aontaithe.

Dearbhaíonn na stiúrthóirí go raibh an Grúpa géilliúil don Chód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit agus príomhphrionsabail agus prionsabail thacaíochta chuí ar feadh na bliana airgeadais atáthar a athbhreithniú, ach i ndáil leis na cúrsaí seo a leanas, mar a mhínítear thuas nuair nach meastar géilliúntas deonach d'fhorálacha an Chomhchóid, mar gheall ar an tslí a cheaptar stiúrthóirí, struchtúr dlí agus struchtúr scairshealbhóireachta na Cuideachta agus nósanna imeachta Boird atá ann faoi láthair, a bheith cuí.

### Gnóthas leantach

Tá plean gnó an Ghrúpa agus faisnéis chuí eile, athbhreithnithe ag na stiúrthóirí agus tá dóchas réasúnta acu go leanfaidh an Grúpa de bheith ag oibriú go ceann i bhfad. Mar gheall air sin, leanfaidh na stiúrthóirí ag glacadh le bonn an ghnóthais leantaigh agus na ráitis airgeadais á n-ullmhú acu.

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir
*25 Márta, 2010*

# Ráiteas na Stiúrthóirí maidir le géilliúntas le Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Seirbhísí Poist), 2002 maidir le córais chuntasaíocht chostála agus le Treoir an Rialtóra maidir le Córais Chuntasaíochta An Post

**Faoi Rialacháin na gComphobal Eorpach (Seirbhísí Poist), 2002 (na Rialacháin), ainmníodh an Coimisiún um Rialáil Cumarsáide, (ComReg) mar an t-údarás rialacháin náisiúnta don earnáil phoist agus ainmníodh An Post mar Sholáthróir Uilíoch Seirbhíse.**

Faoi na Rialacháin sin, tá sé riachtanach go mbeidh nósanna imeachta cuntasaíochta An Post á riaradh de réir threoracha atá leagtha síos ag ComReg agus de réir fhorálacha faoi leith sna Rialacháin. D'eisigh ComReg treoir do An Post an 8 Nollaig, 2006, a leag amach riachtanais shonracha an rialtóra i ndáil le córais chuntasaíochta An Post (An Treoir).

Tugann na stiúrthóirí aitheantas dá bhfreagracht forálacha cuntasaíochta de chuid na Rialachán, agus na Treorach a chomhlíonadh agus léiríonn an ráiteas seo a leanas an tslí ar fheidhmigh An Post na forálacha cuí de chuid na Rialachán agus na Treorach don bhliain chuntasaíochta dar tús an 1 Eanáir, 2009

## Taifid Airgeadais agus Córais Chuntasaíochta

Tá an méid sonraí atá riachtanach faoin Treoir, sna taifid airgeadais agus sna córais chuntasaíochta atá ag cothabháil ag An Post lena chur ar chumas na bainistíochta a chinntiú go gcomhlíonfaidh siad forálacha cuntasaíochta de chuid na Rialachán. Tá cuntais ar leithligh á gcothabháil do gach ceann de na seirbhísí laistigh den earnáil fhorchoimeádta agus den earnáil neamhfhorchoimeádta.

## Cuntais Dheighilte

Tá cuntais dheighilte bhrabúis agus caillteanais agus ráitis ar ghlansócmhainní á n-ullmhú le cur faoi bhráid ComReg don bhliain dar críoch 31 Nollaig, 2009. I ngéilliúntas don Treoir, tá na cuntais seo á n-athbhreithniú ag comhlacht inniúil agus eiseofar tuairim maidir le géilliúntas na Rialachán agus na Treorach araon.

## Lámhleabhar Cuntasaíochta Bainistíochta

Ullmhaíodh lámhleabhar mionsonraithe cuntasaíochta a léiríonn an raon agus an scóip sonraí atá le bailiú chun críche na Rialachán agus na Treorach a chomhlíonadh, agus an bunús a mbeidh na sonraí á leithdháileadh/leithroinnt ar sheirbhísí. Cuireadh é sin faoi bhráid ComReg i 2009.

Léiríonn an lámhleabhar cinneadh sonraithe ioncaim agus leithroinnt costas agus prionsabail agus rialacha leithdháileadh atá leagtha amach sna Rialacháin agus sa Treoir.

## Ráiteas Géilliúntais

Creideann na stiúrthóirí, bunaithe ar na céimeanna agus na gníomhartha thuas, go bhfuil An Post géilliúil d'fhorálacha cuí na Rialachán agus Treoir ComReg a bhaineann le Córais Chuntasaíochta An Post don bhliain dar críoch 31 Nollaig, 2009.

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir
*25 Márta, 2010*

# Ráiteas maidir le Freagrachtaí na Stiúrthóirí

### Tá na stiúrthóirí freagrach as an Tuarascáil Bhliantúil agus na ráitis airgeadais a ullmhú, de réir dlí agus rialachán infheidhme

Ceanglaíonn dlí Cuideachtaí ar na stiúrthóirí ráitis airgeadais an Ghrúpa agus na máthairchuideachta a ullmhú do gach bliain airgeadais. Faoin dlí sin, thogh na stiúrthóirí go n-ullmhódh siad ráitis airgeadais an ghrúpa agus na máthairchuideachta de réir Chleachtas Cuntasaíochta Inghlactha go Ginearálta in Éirinn, atá comhdhéanta de dhlí infheidhme agus na caighdeáin chuntasaíochta arna eisiúint ag an mBord Caighdeán Cuntasaíochta agus atá fógartha ag Institiúid na gCuntasóirí Cairte in Éirinn.

Ceanglaíonn an dlí go mbeadh ráitis airgeadais an Ghrúpa agus na máthairchuideachta á n-ullmhú chun léargas fíor agus cothrom a thabhairt ar staid chúrsaí an Ghrúpa agus na máthairchuideachta agus ar bhrabús agus caillteanas an Ghrúpa don tréimhse sin.

Agus ráitis airgeadais an Ghrúpa agus na máthairchuideachta á n-ullmhú, ceanglaítear ar na stiúrthóirí:
- beartais chuntasaíochta oiriúnacha a roghnú agus iad a fheidhmiú go seasta;
- breithiúnais agus meastacháin a dhéanamh a bhíonn réasúnach agus stuama; agus
- na ráitis airgeadais a ullmhú ar bhonn an ghnóthais leantaigh, sin mura mbíonn sé mí-oiriúnach glacadh leis go leanfaidh an Grúpa i mbun gnó.

Tá na stiúrthóirí freagrach as leabhair chuntais chuí a choinneáil a léiríonn le cruinneas réasúnach ag aon tráth staid airgeadais an Ghrúpa agus na Cuideachta agus a chuireann ar a gcumas a chinntiú go mbíonn na ráitis airgeadais ag cloí le hAchtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009. Tá siad freagrach freisin as sócmhainní an Ghrúpa agus na cuideachta a chosaint agus as sin, céimeanna réasúnacha a ghlacadh chun calaois agus mírialtachtaí eile a chosc agus a bhrath.

Tá na stiúrthóirí freagrach freisin as Tuarascáil na Stiúrthóirí a ullmhú a chomhlíonann ceanglais Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009.

Tá na stiúrthóirí freagrach as cothabháil agus ionracas na faisnéise airgeadais agus corparáidí atá ar láithreán gréasáin na Cuideachta. D'fhéadfadh go bhfuil reachtaíocht i bPoblacht na hÉireann a rialaíonn ullmhú agus scaipeadh ráiteas airgeadais éagsúil ó reachtaíocht i ndlínsí eile.

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir
*25 Márta, 2010*

# Tuarascáil an Iniúchóra neamhspleách chuig Comhaltaí An Post

**Tá iniúchadh déanta againn ar ráitis airgeadais Ghrúpa agus mháthairchuideachta (na 'ráitis airgeadais') An Post don bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2009 atá comhdhéanta den Chuntas Brabúis agus Caillteanais Comhdhlúite, Clár Comhardaithe Comhdhlúite agus Clár Comhardaithe na Cuideachta, Ráiteas Comhdhlúite ar Shreabhadh Airgid, an Ráiteas Comhdhlúite maidir le Gnóthachain agus Caillteanais Aitheanta Iomlána, an Ráiteas um Bheartais Chuntasaíochta agus na nótaí gaolmhara. Ullmhaíodh na ráitis airgeadais seo faoi na beartais chuntasaíochta atá ann.**

Tá an tuarascáil seo ullmhaithe do chomhaltaí na Cuideachta amháin mar chomhlacht de réir alt 193 d'Acht na gCuideachtaí, 1990. Chuathas i mbun ár gcuid oibre iniúchta ionas go bhféadfaimis na nithe ar gá dúinn a lua do chomhaltaí na Cuideachta i dtuarascáil iniúchóirí a lua agus ní chun críche ar bith eile. Chomh fada agus atá ceadaithe le dlí, ní ghlacaimid agus ní ghabhaimid freagracht orainn féin maidir le haon duine seachas an Chuideachta agus comhaltaí na Cuideachta mar chomhlacht, as ár n-obair iniúchta, don tuarascáil seo agus do na tuairimí atá déanta againn.

## Freagrachtaí Faoi Seach na Stiúrthóirí Agus an Iniúchóra

Tá freagrachtaí na stiúrthóirí as an tuarascáil bhliantúil agus na ráitis airgeadais a ullmhú de réir dlí infheidhme agus na caighdeáin chuntasaíochta arna eisiúint ag an mBord Caighdeán Cuntasaíochta agus atá fógartha ag Institiúid na gCuntasóirí Cairte in Éirinn (Cleachtas Cuntasaíochta Inghlactha go Ginearálta in Éirinn), leagtha amach i Ráiteas ar Fhreagrachtaí na Stiúrthóirí ar leathanach 47.

Is é ár bhfreagracht iniúchadh a dhéanamh ar na ráitis airgeadais de réir cheanglais dlí agus rialacháin chuí agus de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta ar Iniúchadh (Ríocht Aontaithe agus Éire).

Tuairiscímid ár dtuairim cibé an dtugann na ráitis airgeadais léargas fíor agus cothrom de réir Chleachtas Cuntasaíochta Inghlactha go Ginearálta in Éirinn agus cibé an bhfuil siad ullmhaithe go cuí de réir Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009, agus Rialacháin na gComhphobal Eorpach (Cuideachtaí: Grúpchuntais), 1992. Tuairiscímid freisin cibé inár dtuairim: an bhfuil leabhair chuntais chearta coinnithe ag an gCuideachta; ag dáta an chláir chomhardaithe, ar ann do staid airgeadais a éilíonn cruinniú ginearálta urghnách den Chuideachta a thionól; agus cibé an bhfuil an fhaisnéis atá tugtha i dTuarascáil na Stiúrthóirí ag teacht leis na ráitis airgeadais. Sa bhreis air sin, luaimid cibé an bhfuaireamar an fhaisnéis agus na míniúcháin ar fad atá riachtanach chun críocha ár n-iniúchta agus cibé an dtagann ráiteas airgeadais na Cuideachta leis na leabhair chuntais.

Tuairiscímid freisin, mura dtugtar, inár dtuairim féin, aon fhaisnéis atá sonraithe le dlí maidir le luach saothair na stiúrthóirí agus idirbhearta na stiúrthóirí leis an nGrúpa agus, beidh faisnéis den sórt sin inár dtuarascáil nuair atá sin praiticiúil.

Athbhreithneoimid, ar iarratas ó na stiúrthóirí, cibé (1) an léiríonn an ráiteas deonach Rialachas Corparáideach ar leathanaigh 39 go 45 gur chomhlíon an Grúpa na naoi gcinn d'fhorálacha i gComhchód FRC 2006 a shonraíonn Stocmhalartán na hÉireann d'athbhreithniú iniúchóirí agus (2) an léiríonn an ráiteas den chóras rialaithe inmheánaigh ar leathanaigh 41 agus 42 gur chomhlíon an Grúpa foráil an Chóid Dea-Chleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit a shonraítear le haghaidh athbhreithniú iniúchóirí agus tuairiscímid mura léiríonn na ráitis sin. Níl orainn a bhreithniú an gclúdaíonn ráitis an Bhoird ar rialú inmheánach na rioscaí agus na rialuithe ar fad, nó a theacht ar thuairim maidir le héifeachtacht nósanna imeachta rialachais chorparáidigh an Ghrúpa nó a nósanna imeachta maidir le rioscaí agus rialú.

Léimid an fhaisnéis eile atá sa tuarascáil bhliantúil agus breithnimid an bhfuil sé comhsheasmhach leis na ráitis airgeadais iniúchta. Níl i gceist leis an bhfaisnéis eile sin ach Tuarascáil na Stiúrthóirí, Ráiteas an Chathaoirligh, Athbhreithniú an Phríomhfheidhmeannaigh, an tAthbhreithniú Airgeadais, an Ráiteas maidir le Rialachas Corparáideach agus an Achoimre Airgeadais Cúig Bhliana. Breithnimid na himpleachtaí dár dtuarascáil má thagaimid ar aon fhaisnéis maidir le mí-ráitis nó neamhréireachtaí ábhartha leis na ráitis airgeadais. Ní shíneann ár bhfreagrachtaí chuig aon fhaisnéis eile.

### Bunús na Tuairime

Rinneamar ár n-iniúchadh de réir na gCaighdeán Idirnáisiúnta ar Iniúchadh (Ríocht Aontaithe agus Éire) arna n-eisiúint ag an mBord um Chleachtais Iniúchóireachta. Áirítear in iniúchadh fianaise a bhaineann leis na méideanna agus an nochtadh sna ráitis airgeadais a scrúdú ar bhonn tástála. Áirítear ann freisin, measúnú ar na meastacháin agus breithiúnais shuntasacha a rinne na stiúrthóirí agus iad ag ullmhú na ráiteas airgeadais agus cibé an bhfuil na beartais chuntasaíochta oiriúnach d'imthosca an Ghrúpa agus na Máthairchuideachta, ar cuireadh i bhfeidhm go seasta iad, agus an bhfuil faisnéisiú dóthanach tugtha fúthu orthu.

Phleanálamar agus rinneamar ár n-iniúchadh chun an fhaisnéis agus na míniúcháin ar fad a fháil a mheasamar a bheith riachtanach chun dóthain fianaise a chur ar fáil dúinn chun dearbhú réasúnach a thabhairt go bhfuil na ráitis airgeadais saor ó mhíráiteas ábhartha, cibé de bharr calaoise nó mírialtachta eile nó earráide. Agus sinn ag teacht ar ár dtuairim, rinneamar meastóireacht ar leordhóthanacht fhoriomlán thíolacadh na faisnéise sna ráitis airgeadais.

### Tuairim

Is é ár dtuairim go dtugann na ráitis airgeadais:

- léargas fíor agus cothrom, de réir Chleachtas Cuntasaíochta Inghlactha go Ginearálta in Éirinn, ar staid chúrsaí an Ghrúpa agus na Cuideachta amhail an 31 Nollaig, 2009 agus ar bhrabús an Ghrúpa don bhliain dar críoch amhlaidh; agus
- gur ullmhaíodh na ráitis airgeadais go cuí de réir Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009 agus Rialacháin na gComhphobal Eorpach (Cuideachtaí: Grúpchuntais), 1992.

Tá an fhaisnéis agus na mínithe ar fad a mheasaimid a bheith riachtanach chun críocha ár n-iniúchta faighte againn. Is é ár dtuairim, go bhfuil tuairisceán cuí dóthanach dár n-iniúchadh faighte againn ó bhrainsí na Cuideachta nár thugamar cuairt orthu. Is é ár dtuairim go bhfuil leabhair chuntais chuí coimeádta ag an gCuideachta agus go bhfuil clár comhardaithe na Cuideachta amhail an 31 Nollaig, 2009 ag teacht leis na leabhair chuntais.

Is é ár dtuairim go bhfuil an fhaisnéis a thugtar i dtuarascáil na stiúrthóirí ar leathanaigh 36 go 38 ag teacht leis na ráitis airgeadais.

Tuairiscíonn clár comhardaithe na Cuideachta mar a luaitear ar leathanach 57, farasbarr dliteanas thar sócmhainní agus, inár dtuairim, ar an mbunús sin go raibh staid airgeadais ann ar an 31 Nollaig, 2009, a d'éileodh, faoi Alt 40(1) d'Acht na gCuideachtaí (Leasú), 1983, go dtionólfaí cruinniú ginearálta urghnách den Chuideachta.




**KPMG**
Cuntasóirí Cairte
Iniúchóir Cláraithe
1 Plás Stokes
Faiche Stiabhna
Baile Átha Cliath 2
*25 Márta, 2010*

# Tuarascáil an Iniúchóra Neamhspleách chuig An Post maidir le géilliúntas do Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Seirbhísí Poist) 2002 (na Rialacháin) maidir le córais chuntasaíochta costais agus le Treoir an Rialtóra

**Chomh maith lenár n-iniúchadh ar na ráitis airgeadais, d'athbhreithníomar ráiteas na stiúrthóirí ar leathanach 46 a bhaineann le géilliúntas na Cuideachta, don bhliain dar críoch 31 Nollaig, 2009, d'fhorálacha cuntasaíochta na Rialachán agus na treorach a tugadh do An Post a leag amach mionriachtanais an Rialtóra i ndáil le córais chuntasaíochta An Post (an Treoir) arna n-eisiúint ag an rialtóir seirbhísí poist, ComReg, an 8 Nollaig, 2006, i ndáil le córais chuntasaíochta An Post.**

### Freagrachtaí Faoi Seach na Stiúrthóirí agus an Iniúchóra

Ullmhaíonn na stiúrthóirí ráiteas bliantúil de chomhlíonadh forálacha cuntasaíochta na Rialachán agus na Treorach as a bhfuil siad freagrach. Is é cuspóir ár n-athbhreithniú aird a tharraingt ar neamhghéilliúntas riachtanas fhorálacha cuntasaíochta na Rialachán agus na Treorach. Ní ionann ár n-athbhreithniú agus iniúchadh ar na cuntais dheighilte. Eiseofar tuarascáil iniúchta ar leithligh maidir le hiniúchadh na gcuntas rialála.

### Bunús na Tuairime

Rinneamar ár n-athbhreithniú de réir phrionsabail ghinearálta agus treoir an Bhoird um Chleachtais Iniúchóireachta.

### Tuairim

Is é ár dtuairim, bunaithe ar fhiosrúchán stiúrthóirí agus oifigigh faoi leith na Cuideachta agus ar cháipéisí chuí a scrúdú, go léiríonn ráiteas na stiúrthóirí ar leathanach 46, go cuí, gur chomhlíon an Chuideachta forálacha cuntasaíochta na Rialachán agus Treorach ar Chórais Chuntasaíochta An Post, arna n-eisiúint an 8 Nollaig, 2006 ag ComReg, don bhliain dar críoch 31 Nollaig, 2009.




**KPMG**
Cuntasóirí Cairte
1 Plás Stokes
Faiche Stiabhna
Baile Átha Cliath
*25 Márta, 2010*

# Ráiteas maidir le Beartais Chuntasaíochta don bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2009

**Feidhmíodh na beartais chuntasaíochta seo a leanas go comhsheasmhach nuair a bhíothas ag déileáil le míreanna a measadh a bheith ábhartha do ráitis airgeadais an Ghrúpa.**

### 1. Bunús An Ullmhúcháin

Tá na ráitis airgeadais ullmhaithe faoin gcoinbhinsiún chostas stairiúil de réir dlí infheidhme agus Cleachtas Cuntasaíochta a bhfuil Glacadh go Ginearálta leo in Éirinn agus ar a áirítear orthu comhlíonadh chaighdeáin tuairiscithe airgeadais Bhord um Chaighdeáin Chuntasaíochta arna bhfógairt in Éirinn ag Institiúid na gCuntasóirí Cairte in Éirinn.

### 2. Bunús an Chomhdhlúthaithe

Áirítear ráitis airgeadais na Cuideachta agus a foghnóthais (ach amháin Comhlacht Crannchur Náisiúnta An Post) ar na ráitis airgeadais comhdhlúite suas go deireadh na bliana airgeadais. Áirítear torthaí na bhfoghnóthas a fuarthas nó a bhí diúscartha i rith na bliana ar an gcuntas brabúis agus caillteanais comhdhlúite ón dáta a fuarthas iad nó suas go dtí an dáta diúscartha. Nuair a fhaightear gnó, cuirtear luach cothrom ar na glansócmhainní a fuarthas, ar féidir iad a aithint. Déileáiltear le cáilmheas ar éadálacha mar atá leagtha amach thíos. Mura mbíonn bliain airgeadais fhoghnóthais ag réiteach le bliain airgeadais na mátharchuideachta, comhdhlúitear ráitis eatramhacha airgeadais a ullmhaíonn an fhochuideachta ag deireadh bhliain airgeadais na máthairchuideachta i ráitis airgeadais an Ghrúpa.

Is í an t-aon ghníomhaíocht de chuid Comhlacht Crannchur Náisiúnta An Post ná an Crannchur Náisiúnta a fheidhmiú faoi cheadúnas an Aire Airgeadais de réir fhorálacha an Achta um Chrannchur Náisiúnta, 1986 agus beidh an barrachas a ghinfear gach bliain inchurtha go hiomlán i leith Ciste an Chrannchuir Náisiúnta atá faoi bhainistíocht agus rialú an Aire. Dá réir sin, ní bhíonn baint ag An Post leis an mbarrachas a bhíonn ginte ag Comhlacht Crannchur Náisiúnta agus freisin níl An Post i dteideal aon chearta ar shócmhainní na cuideachta sin. Ar an mbunús sin, de réir fhorálacha an Chaighdeáin Tuairiscithe Airgeadais Uimh. 2 'Cuntasaíocht d'Fhoghnóthais', agus Rialacháin na gComhphobal Eorpach (Cuideachtaí: Grúpchuntais), 1992, níl ráitis airgeadais Chomhlacht Crannchur Náisiúnta istigh leis na ráitis airgeadais comhdhlúite. Foilseofar ráitis airgeadais ar leith Chomhlacht Crannchur Náisiúnta An Post ar an 18 Bealtaine, 2010.

Is ionann gnóthais chomhfhiontair (comhfhiontair) agus na gnóthais sin ina bhfuil leas fadtéarmach ag an nGrúpa agus a bhfuil smacht aige orthu i gcomhar le páirtí eile.

Tugtar cuntas i gcomhfhiontair agus fiontair chomhlachais ag úsáid modh an ollchothromais agus an modh cothromais faoi seach. Áirítear cion an Ghrúpa den bhrabús lúide caillteanais na gcomhfhiontar agus na bhfiontar comhlachais sa chuntas brabúis agus caillteanais comhdhlúite, agus áirítear a leasanna ina nglansócmhainní nó ina ndliteanas, seachas cáilmheas, mar infheistíochtaí sócmhainní seasta sa chlár comhordaithe comhdhlúite.

Tá na suimeanna a áirítear sna ráitis chomhdhlúite airgeadais maidir le brabúis iar-fhála chomhfhiontair agus chomhlaigh bainte as na ráitis airgeadais is déanaí dá gcuid atá comhdhéanta ar dháta an chlár comhardaithe.

Léirítear infheistíocht i gcomhfhiontair agus i gcomhlaigh i gclár comhardaithe na Cuideachta mar shócmhainní seasta airgeadais agus déantar iad a luacháil ag a gcostas lúide soláthairtí do laigí i luach.

### 3. Láimhdeachas

Aithnítear láimhdeachas mar sheirbhísí atáthar ag soláthar agus atá comhdhéanta d'ioncam as postas, seirbhísí gníomhaireachta, na táillí as seirbhísí seoltán, seirbhísí teachtairí agus seirbhísí loighistice, seirbhísí comhairleoireachta, seirbhísí airgeadais, cíosanna agus ioncam as ús. Faightear ioncam as seirbhísí gníomhaireachta i ndáil le seirbhísí a sholáthar do Ranna Rialtais, do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, do Chomhlacht Crannchur Náisiúnta An Post, Postbank Ireland Limited agus do chomhlachtaí eile. Tá méideanna a shealbhaítear i bhfeidhmiú na seirbhísí gníomhaireachta sin san áireamh i méideanna a shealbhaítear in iontaobhas in airgead sa bhanc agus ar lámh.

Aithnítear ioncam as postas sa chuntas brabúis agus caillteanais mar a dhéantar díolacháin le coigeartú stampaí a díoladh agus stampaí nár baineadh úsáid astu agus iarmhéideanna sna meaisíní postmhéadair nach bhfuil ídithe ag deireadh na bliana. Aithnítear ioncam eile, ioncam gníomhaireachta agus ioncam seirbhíse go príomha, nuair a sholáthraítear an tseirbhís bhunúsach.

### 4. Seirbhísí Coigiltis
Feidhmíonn an Chuideachta Banc Taisce An Phost agus seirbhísí eile coigiltis do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, a fheidhmíonn thar cheann an Aire Airgeadais, ar bhonn ghníomhaireachta agus ar luach saothair comhaontaithe.

Seoltar na cistí chuig Gníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta go rialta. Tá sócmhainní agus dliteanais seirbhísí coigiltis den sórt sin dílsithe don Aire Airgeadais agus dá réir sin ní áirítear iad sna ráitis airgeadais seo.

### 5. Deontais
Déantar na deontais bunaithe ar ioncam a chreidiúnú chuig an gcuntas brabúis agus caillteanais chun an caillteanas a fhreagraíonn dóibh a fhritháireamh.

Aithnítear na deontais chaipitil a fhaightear agus atá infhaighte faoi scéimeanna AE-chuidithe nuair a fhaightear iad nó nuair atáthar beagnach cinnte go bhfuil siad ag teacht.

Déileáiltear le deontais chaipitil mar ioncam iarchurtha agus amúchtar iad chuig an gcuntas brabúis agus caillteanais ar bhonn atá comhsheasmhach le beartas dímheasa na sócmhainní seasta inláimhsithe gaolmhara.

### 6. Sócmhainní Seasta Inláimhsithe
Luaitear sócmhainní seasta inláimhsithe mar a gcostas lúide dímheas carntha.

Cuirtear caiteachas ar threalamh slándála faoi leith i bhfo-oifigí poist agus ar throscán agus ar fheisteas chomh maith le mionitímí eile de mhuirear ar chuntas brabúis agus caillteanais na bliana a ndéantar an chaiteachais. Caipitlítear gach ceannachán eile de shócmhainní seasta inláimhsithe.

Níl talamh ruílse ná talamh léasachta fada faoi réir dímheasa. Cuirtear dímheas ar shócmhainní seasta inláimhsithe eile de mhuirear ar an gcuntas brabúis agus caillteanais ar bhonn dronlíneach chun na sócmhainní sin atá coigeartaithe le haghaidh luach iarmharach maidir le hionchas marthana úsáideach measta gach catagóra a dhíscríobh. Athbhreithnítear fuíoll ionchais marthana úsáideach na sócmhainní agus a luachanna iarmharaigh ar bhonn rialta.

Bíonn éifeacht le dímheas ar bhreiseanna ón gcéad lá den mhí tar éis iad a choimisiúnú agus ar dhiúscairtí suas go dtí deireadh na míosa a scoirtear iad.

Seo a leanas na hionchais mharthana measta:

| | Blianta |
|---|---|
| Foirgnimh Ruíleasa agus léasachta fada | 20 - 50 |
| Leas in Ard-Oifig an Phoist | 50 |
| Feithiclí Mótair | 5 |
| Trealamh Ríomhaireachta agus Eile | 3 - 10 |

### 7. Léasanna Oibriúcháin
Cuirtear léaschíosanna oibriúcháin de mhuirear ar an gcuntas brabúis agus caillteanais ar bhonn dronlíneach thar théarma an léasa.

### 8. Cáilmheas
Caipitlítear agus amúchtar cáilmheas ar éadálacha a léiríonn farasbarr den phraghas ceannaigh ar luach chóir na nglansócmhainní nó na nglandliteanais inaitheanta a fuarthas, chuig an gcuntas brabúis agus caillteanais ar bhonn dronlíneach thar a ionchas marthana usáideach de dheich mbliana. Athbhreithnítear luach iompair cáilmheasa go bliantúil agus foráiltear d'aon lagú i luach. Ar dhiúscairt gnó, cuirtear aon cháilmheas san áireamh ar bhreithniú brabús nó caillteanas dhíolachán an ghnó.

### 9. Sócmhainní Seasta Airgeadais
Taispeántar sócmhainní seasta airgeadais ag costas luaite forálacha le haghaidh lagú i luach. Aithnítear ioncam ó shócmhainní seasta airgeadais, maille le haon chreidmheas cánach a bhaineann leo, i gcuntas brabúis agus caillteanais na bliana a bhfuil siad infhaighte.

## 10. Cánachas

Soláthraítear cáin reatha lena n-áirítear cáin chorparáide na hÉireann agus cáin (cánacha) coigríche ar bhrabúis incháinithe, mar mhéideanna a mheastar a íocfar (nó a bheidh aisghafa) agus na rátaí cánach agus na dlíthe atá achtaithe nó achtaithe a ndóthain faoi dháta an chláir chomhardaithe.

Tugtar aitheantas do cháin iarchurtha i leith gach difríocht uainiúcháin a tháinig chun cinn ach nach bhfuil aisiompaithe faoi dháta an chláir chomhardaithe. Foráiltear dó sin ag na rátaí a mheastar a bheidh infheidhme nuair a aisiompófar na difríochtaí uainiúcháin. Is éard is difríochtaí uainiúcháin ann ná difríochtaí idir brabúis incháinithe an Ghrúpa agus torthaí an Ghrúpa, mar a luaitear sna ráitis airgeadais, a eascraíonn as gnóthachain agus caillteanais a chuimsiú i mbrabúis incháinithe le linn thréimhsí eile seachas na tréimhsí a dtugtar aitheantas dóibh sna ráitis airgeadais.

Feictear glansócmhainn chánach iarchurtha mar cheann in-aisghabhála agus ní thugtar aitheantas di dá bhrí sin, ach amháin nuair a fhéadfar a fheiceáil, ar bhonn na fianaise ar fad a bheidh ar fáil, gur dóigh go mbeidh brabúis incháinithe chuí ar fáil a mbeifear in ann aisiompú na mbundifríochtaí uainiúcháin amach anseo a bhaint astu.

Tugtar aitheantas do cháin iarchurtha i leith tuilleamh coimeádta de chuid fochuideachtaí, comhfhiontair agus comhlaigh thar lear chomh fada agus go bhfuil díbhinní fabhraithe nó infhaighte nó go bhfuil comhaontú ceangailteach déanta ag an bhfochuideachta, an comhfhiontar nó an fiontar comhlachais seanghnóthacháin a dháileadh amach anseo faoi dháta an chláir chomhardaithe.

## 11. Pinsin

Cuireann an Grúpa pinsin ar fáil dá chuid fostaithe faoi scéimeanna aoisliúntais sochair sainmhínithe agus scéim ranníoca sainmhínithe. Beidh aiscí scoir iníoctha do mháistrí poist a bheidh ag obair mar ghníomhairí agus do roinnt fostaithe neamh-inphinsin faoi ghnáth imthosca.

I ndáil leis an scéim ranníoca sainmhínithe, bíonn ranníoca fabhraithe agus aitheanta i mbrabús nó caillteanas oibriúcháin sa tréimhse a ghnóthaíonn na fostaithe cuí iad.

Maidir leis na scéimeanna sochair sainmhínithe, nochtaítear an difríocht idir luach margaidh shócmhainní na scéime agus luach reatha dhliteanais na scéime measúnaithe achtúire, a bhíonn ríofa ag úsáid modh creidmheasa aonaid fortheilgthe, mar shócmhainn/dhliteanas sa chlár comhardaithe, glan ó cháin iarchurtha (chomh fada agus a meastar iad a bheith in-aisghabhála).

Is é an méid a ghearrtar ar bhrabús oibriúcháin chostas measúnaithe achtúire na sochair pinsin a bhíonn geallta d’fhostaithe a bhíonn gnóthaithe i rith na bliana móide aon fheabhsúcháin sochair a bhíonn deonaithe do chomhaltaí i rith na bliana.

Léirítear an toradh ionchais ar shócmhainní na scéime pinsin i rith na bliana agus an t-ardú i ndliteanais na scéime a bhíonn dlite de bharr deireadh na lascaine i rith na bliana mar chostais airgeadais sa chuntas brabúis agus caillteanais.

Aithnítear aon difríocht idir thoradh ionchais ar shócmhainní agus an méid a fuarthas i ndáiríre agus aon athruithe ar dhliteanais de bharr athruithe i mbonn tuisceana nó de bharr go raibh taithí iarbhíre i rith na bliana difriúil don méid a glacadh leis, mar ghnóthachain agus caillteanais achtúireach sa ráiteas de ghnóthachain agus caillteanais aitheanta iomlána.

I ndáil leis an dliteanas neamhmhaoinithe maidir le haiscí scoir, déantar luach reatha an dliteanais measúnaithe achtúire a thaifeadadh in iomlán sa chlár comhardaithe agus méadaítear é do chostas shochair bhreise a ghnóthaítear an bhliain a ghearrtar ar an mbrabús oibriúcháin. Léirítear deireadh na lascaine ar an dliteanas mar chostas airgeadais sa chuntas brabúis agus caillteanais. Breithnítear athruithe ar dhliteanas mar thoradh ar athruithe i mbonn tuisceana tomhais nó de bharr go bhfuil taithí iarbhíre difriúil don méid a glacadh leis a bheith mar ghnóthachan nó caillteanas achtúireach agus áirítear iad sa chuntas de ghnóthachain agus caillteanais aitheanta iomlána.

## 12. Airgeadraí Coigríche

Déantar idirbhearta a bhíonn ainmnithe in airgeadra coigríche a aistriú go euro ag an ráta a bhíonn i bhfeidhm ag dátaí na n-idirbhearta. Aistrítear sócmhainní agus dliteanais airgid a bhíonn ainmnithe in airgeadra coigríche go dtí euro ag an ráta malartaithe a bhíonn i bhfeidhm ag dáta an chláir chomhardaithe nó ag rátaí conartha réamhcheannacháin más infheidhme. Déileáiltear le difríochtaí malartaithe sa chuntas brabúis agus caillteanais.

Aistrítear torthaí de chuid fochuideachtaí thar lear go euro ag an meánráta malartaithe don tréimhse sin. Aistrítear sócmhainní agus dliteanais de chuid fochuideachtaí thar lear go euro ag na rátaí malartaithe a bhíonn i bhfeidhm ag dáta an chláir chomhardaithe. Tuairiscítear na difríochtaí aistrithe mar ghluaiseacht ar chúlchistí.

# Cuntas Comhdhlúite Brabúis agus Caillteanais don Bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2009

| | Nótaí | 2009<br>€'000 | 2008<br>€'000 |
|---|---|---|---|
| Láimhdeachas: Grúpa agus sciar de chomhfhiontar | | 819,297 | 864,169 |
| Lúide sciar de láimhdeachas comhfhiontair | | (15,081) | (14,126) |
| **Láimhdeachas an Ghrúpa – oibriúcháin leanúnacha** | 2 | 804,216 | 850,043 |
| Costais Oibriúcháin | 3 | (798,475) | (818,808) |
| **Brabús Oibriúcháin an Ghrúpa – oibriúcháin leanúnacha** | | 5,741 | 31,235 |
| Sciar de chaillteanas oibriúcháin comhfhiontair | 10 | (10,750) | (9,685) |
| (Speansas)/ioncam eile (glan) | 17 | (20,560) | 18,340 |
| **(Caillteanas)/brabús ar ghnáthghníomhaíochtaí roimh chánachas** | 4 | (25,569) | 39,890 |
| Cáin ar (chaillteanas)/bhrabús ar ghnáthghníomhaíochtaí | 5 | (2,941) | (6,675) |
| **(Caillteanas)/brabús ar ghnáthghníomhaíochtaí tar éis cánachas** | | (28,510) | 33,215 |
| Leas mionlaigh | 21 | (555) | - |
| **(Caillteanas)/brabús don bhliain airgeadais** | 6/19 | (29,065) | 33,215 |

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir

# Ráiteas Comhdhlúite Maidir le Gnóthachain agus Caillteanais Aitheanta Iomlána

| | Nótaí | 2009<br>€'000 | 2008<br>€'000 |
|---|---|---|---|
| (Caillteanas)/brabús don bhliain airgeadais gan sciar torthaí comhfhiontair san áireamh | | (18,315) | 42,900 |
| Sciar de thoradh comhfhiontair | 10 | (10,750) | (9,685) |
| Gnóthachan/(caillteanas) achtúireach ar phleananna iarfhostaíochta | 17 | 187,790 | (486,565) |
| **Iomlán na ngnóthachan agus na gcaillteanas aitheanta** | | 158,725 | (453,350) |

# Clár Comhardaithe Comhdhlúite ag an 31 Nollaig, 2009

| | Nótaí | 2009 €'000 | 2008 €'000 |
|---|---|---|---|
| **Sócmhainní Seasta** | | | |
| Sócmhainní neamhinláimhsithe - cáilmheas | 8 | 12,378 | 2,864 |
| Sócmhainní inláimhsithe | 9 | 230,236 | 197,761 |
| Sócmhainní airgeadais: | | | |
| Infheistíocht i gcomhfhiontar | 10 | 90 | 10,840 |
| Infheistíocht i gcomhlaigh | 10 | - | - |
| | | 242,704 | 211,465 |
| **Sócmhainní Reatha** | | | |
| Feichiúnaithe | 11 | 60,207 | 50,727 |
| Airgead sa bhanc agus ar lámh | 12 | 290,114 | 350,463 |
| | | 350,321 | 401,190 |
| **Creidiúnaithe:** Suimeanna dlite laistigh de bhliain amháin | 13 | (183,898) | (165,192) |
| **Glansócmhainní Reatha** | | 166,423 | 235,998 |
| **Iomlán Sócmhainní lúide Dliteanais Reatha** | | 409,127 | 447,463 |
| **Creidiúnaithe:** Suimeanna dlite tar éis breis agus bliain amháin | 15 | (3,665) | (3,767) |
| **Soláthair le haghaidh Dliteanas** | 16 | (49,885) | (59,938) |
| **Glansócmhainní gan Dliteanas Pinsin san áireamh** | | 355,577 | 383,758 |
| **Dliteanas Pinsin** | 17 | (403,252) | (582,300) |
| **Glandliteanais le Dliteanas Pinsin san áireamh** | | (47,675) | (198,542) |
| **Caipiteal agus Cúlchistí** | | | |
| Scairchaipiteal glaoite | 18 | 68,239 | 68,239 |
| Cúlchiste comhshóite caipitil | 18 | 877 | 877 |
| Cunas brabúis agus caillteanais | 19 | (108,933) | (267,658) |
| **Easnamh na Scairshealbhóirí** | 20 | (39,817) | (198,542) |
| Leas Mionlaigh | 21 | (7,858) | - |
| | | (47,675) | (198,542) |

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir

# Clár Comhardaithe na Cuideachta ag an 31 Nollaig, 2009

| | Nótaí | 2009 €'000 | 2008 €'000 |
|---|---|---|---|
| **Sócmhainní Seasta** | | | |
| Sócmhainní inláimhsithe | 9 | 235,264 | 204,147 |
| Sócmhainní airgeadais | 10 | 10,652 | 43,761 |
| | | 245,916 | 247,908 |
| **Sócmhainní Reatha** | | | |
| Feichiúnaithe | 11 | 59,410 | 49,962 |
| Airgead sa bhanc agus ar lámh | 12 | 260,245 | 342,033 |
| | | 319,655 | 391,995 |
| **Creidiúnaithe:** Suimeanna dlite laistigh de bhliain amháin | 13 | (187,671) | (205,999) |
| **Glansócmhainní Reatha** | | 131,984 | 185,996 |
| **Iomlán Sócmhainní lúide Dliteanais Reatha** | | 377,900 | 433,904 |
| **Creidiúnaithe:** Suimeanna dlite tar éis breis agus bliain amháin | 15 | (3,665) | (3,767) |
| **Soláthair le haghaidh Dliteanais** | 16 | (49,885) | (59,938) |
| **Glansócmhainní gan Dliteanas Pinsin san áireamh** | | 324,350 | 370,199 |
| **Dliteanas Pinsin** | 17 | (403,252) | (582,300) |
| **Glandliteanais le Dliteanais Pinsin san áireamh** | | (78,902) | (212,101) |
| **Caipiteal agus Cúlchistí** | | | |
| Scairchaipiteal glaoite | 18 | 68,239 | 68,239 |
| Cúlchiste comhshóite caipitil | 18 | 877 | 877 |
| Cuntas brabúis agus caillteanais | 19 | (148,018) | (281,217) |
| **Easnamh na Scairshealbhóirí** | 20 | (78,902) | (212,101) |

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir

# Ráiteas Comhdhlúite Sreabhadh Airgid don bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2009

| | Nótaí | 2009<br>€'000 | 2008<br>€'000 |
|---|---|---|---|
| **Glansreabhadh airgid (amach)/isteach ó ghníomhaíochtaí oibriúcháin** | 22 | (14,274) | 44,442 |
| **Cánachas** | 22 | (4,294) | (6,845) |
| **Caiteachas caiptil agus infheistíocht airgeadais** | 22 | (46,300) | (40,341) |
| **Éadálacha** | 22 | 2,029 | - |
| **Eis-sreabhadh airgid roimh acmhainní leachtacha a úsáid** | | (62,839) | (2,744) |
| **Bainistiú acmhainní leachtacha** | 22 | 103,037 | 9,897 |
| **Méadú in airgead sa bhliain** | | 40,198 | 7,153 |

## Imréiteach glansreabhadh airgid le gluaiseacht i nglanchistí

| | Nótaí | 2009<br>€'000 | 2008<br>€'000 |
|---|---|---|---|
| **Méadú in airgead sa bhliain** | 23 | 40,198 | 7,153 |
| Sreabhadh airgid ó sreafaí in acmhainní leachtacha | 23 | (103,037) | (9,897) |
| Athrú i nglanchistí de thoradh sreafaí airgid | 23 | (62,839) | (2,744) |
| **Glanchistí ag tús na bliana** | 23 | 350,463 | 353,207 |
| **Glanchistí ag deireadh na bliana** | 23 | 287,624 | 350,463 |

### 1. Stádas Na Cuideachta

Is cuideachta le dliteanas teoranta í an Chuideachta atá corpraithe faoi Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go dtí 2009.
Tá an Chuideachta i dteideal an focal 'Teoranta' a fhágáil ar lár ina hainm faoi Acht na Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide 1983.

### 2. Láimhdeachas

| | 2009 €'000 | 2008 €'000 |
|---|---|---|
| Tá anailís déanta ar an láimhdeachas mar seo a leanas: | | |
| **Poblacht na hÉireann** | | |
| Postas: Litreacha agus beartáin | 565,640 | 624,820 |
| Postas: Toghcháin agus reifreann | 15,494 | 4,708 |
| Oifigí Poist: Gníomhaireacht, seoltán agus seirbhísí gaolmhara | 163,950 | 156,407 |
| Seirbhísí eile | 19,783 | 18,547 |
| Ioncam úis | 12,890 | 21,622 |
| | 777,757 | 826,104 |
| **An Ríocht Aontaithe agus Tíortha Eorpacha eile** | | |
| Seirbhísí eile | 26,459 | 23,939 |
| | 804,216 | 850,043 |

Níl cion an Ghrúpa de láimhdeachas an chomhfhiontair de €15,081,000 (2008: €14,126,000) san áireamh sa láimhdeachas thuas.
Dar leis na stiúrthóirí, dhéanfaí dochar do leasanna an Ghrúpa dá gcomhlíonfaí ceanglais nochtaithe SSAP 25 'Tuairisciú Teascána' níos mó fós.

### 3. Costais Oibriúcháin

| | 2009 €'000 | 2008 €'000 |
|---|---|---|
| Costais foirne agus máistrí poist | 588,975 | 599,010 |
| Costais eile: | | |
| Dáiliúchán | 61,356 | 66,521 |
| Cóiríocht | 27,367 | 26,561 |
| Oibriúchán | 52,212 | 62,644 |
| Riarachán | 47,369 | 44,681 |
| Dímheas agus amúchadh cáilmheasa | 21,196 | 19,391 |
| | 798,475 | 818,808 |

